# Síol Éaḃa

Sgéalta ó láiṁ

Ṗádraic uí Ċonaire



Comluċt Oideaċais na hÉireann
Teoranta : Baile-Áta-Ċliat ⁊ Corċaiġ

## Seo iad na sgéalta mar leanas

The Woman at the Window

## neill.

Ní raiḃ de ṡolus san tseómra aċt a dtáinig isteaċ tríd an ḃfuinneóig ó'n lóċrann sráide a ḃí 'na ṡeasaṁ ag coirnéal an tiġe, aċt muna raiḃ féin ḃí bean ann agus í ag cur uisge ar na plann-daiḃ a ḃí i mbosgaiḃ ar leic na fuinneóige, agus ar ḃord beag a ḃí taoḃ istiġ; do ṁusg ċuṁarta an ḃláit ḃuiḋe is mó tug sí aire, aċt nár ḋearmad sí an fiúisia ná na nóinini dearga. Anois agus arís do ḋearcaḋ sí anonn trearsna na sráide cuṁainge ar an teaċ tall; an fuinneóg a ḃí ar aon áirde leis an gceann tríd ar féaċ sí féin, ḃí sí gan sgáṫ gan dallóg, agus ċonnaic sí fear óg, naċ raiḃ mórán tar oċt mbliaḋna déag, sílteá, 'na suiḋe ag bórd ar a raiḃ mórán leaḃar agus páipéar. Ḃí cloċa ar an mbord freisin, agus ó am go ham do ḃriseaḋ sé blúire de ċloiċ le casúr beag, agus do tosuiġeaḋ gá sgrúduġaḋ.

Ṫáinig cat mór duḃ trearsna an úrláir, i seómra na mná, agus a earball i n-áirde aige. Do léim sé ar ċataoir i ḃfogus ḋi.

“ Ḃain tú geit asam, a ġaduiḋe ḋuiḃ,” ar sise.

Suiḋ sí féin ag an ḃfuinneóig. Léim an cat duḃ ar a gualainn agus tosuiġ ag crónán; aċt ní ar an gcat ná ar ṁusg an ḃláit ḃuiḋe ḃí a haire aċt ar an teaċ tall. Ḃí an fear óg ós cionn na leaḃar, agus ag baint meaḃraċ as na cloċaiḃ fós aċt ní raiḃ aon áird ag an mnaoi a ḃí ag an ḃfuinneóig air. Ar na fearaiḃ a ḃí taréis a ḃeit ag obair ar an taoḃ amuiġ de'n teaċ a ḃí sí ag féaċaint. Ḃí dréimire leo le balla an tiġe fós agus fear i n-áirde air. Ḃí coṁarta nuaḋ curta aca ar an teaċ, agus ḃíodar ag féaċaint air go ḃfeicfidís an raiḃ sé curta suas i gceart aca. Ḃí an sean-ċeann

a ḃaineaḋ anuas leigte isteaċ leis an mballa, Do léiġ an ḃean a ḃí ag an ḃfuinneóig an t-ainm a ḃí air:

> MÍĊEÁL Ó CIARḊUḂÁIN.
> CEANNAIḊE ARḂAIR.

Ṫáinig ḃean amaċ as an tiġ tall, agus d'féaċ sí go géar ar an gcoṁarṫa nua. Ḃí culaiṫ ḃaintreaḃaiġe uirṫi. Ḃí sí sásta leis an obair. A hainm féin a ḃí ar an gcoṁarṫa nua. Ainm a fir a cailleaḋ, a ḃí ar an sean-ċeann. Cuireaḋ an sean-ċoṁarṫa isteaċ i gcairt, agus d'imṫiġ an capall go roiġin réiḋ suas an tsráid.

Aċt níor imṫiġ an ḃean ó'n ḃfuinneóig. Ḃí tuirse uirṫi. Ḃí sí go gnóṫaċ i gcaiṫeaṁ an lae. Ḃí céird ṁaiṫ aici, céird a ḃí an-úsáideaċ do'n pobul. Nuair a ḃíoḋ daoine i gcruaḋ-ċás i gCaṫair na dTrí n-Uisge, nuair a ḃí an sean-droċ-sgéal le n-aiṫris aca,—easbaiḋ oibre, easbaiḋ airgid, easbaiḋ biḋ, easbaiḋ 'ċ uile sórt, ḃíoḋ cruaḋóg uirṫi-se. Ag taḃairt caḃraċ dóiḃ a ḃíoḋ sí; an fear a raiḃ léine ṁaiṫ air, nó an ḃean a raiḃ bróga naċ raiḃ ró-ċaiṫte faoi n-a cosaiḃ, níor ċáll dóiḃ-san a ḃeiṫ i n-easbaiḋ airgid, an faid is ḃí sise san gcaṫair.

Ḃean fial a ḃí inntí an eaḋ? Níorḃ eaḋ, aċt ḃean ċóir a raiḃ cluiċéidí beaga clóḃuailte aici, agus é 'na ḃán agus 'na ḋearg orṫa, céard a ḃéaḋ le n-ioċ ag an té d'iarrfaḋ caḃair uirṫi. Ma tante ḃéaraḋ an Francaċ uirṫi; My uncle ḃéaraḋ an Sasanaċ uirṫi. Níor tugaḋ uirṫi i gCaṫair na dTrí n-Uisge aċt Neill. Ní raiḃ baoġal ar éinne a ḋul amuḃa dá mbeidís ar a lorg; d'feicfeaḋ sé na trí liaṫróidí práis ós cionn a dorais.

D'fan Neill féin ag an ḃfuinneóig ag dearcaḋ anonn ar teaċ an Ċiarḋuḃánaiġ agus ar an ḃfear óg úd a ḃí ós cionn na leaḃar, agus ar an gcoṁarṫa nua. Ḃí bolaḋ cuṁarṫa an ṁuisg ḃuiḋe 'na sróin; ḃí an cat mór, nó 'an gadaiḋe duḃ' mar tugaḋ sí air, ar a gual-ainn agus é ag crónán. Aċt ḃí sise ag déanaṁ na smaointe.

Gaċ uile oiḋċe le naoi mbliaḋna déag do ṡuiḋeaḋ Neill ag an bhfuinneóig seo, ag féaċaint anonn ar teaċ an Ċiarḋuḃánaiġ agus ar an sean-ċomarṫa céirde úd a ḃí ar an mballa; ċeap sí go raiḃ aṫruġaḋ mór ar an saoġal óir naċ ḃfaca sí anoċt é. Ṫosuiġ sean-ċuiṁni ag teaċt ċuici dá míle buiḋeaċas. I dtosaċ ḃí na sean-ċuiṁni seo gan ċruṫ gan cuma, mar ḃeaḋ ceóḃrán ḃeaḋ ag imṫeaċt roiṁ an ngaoiṫ. Aċt ḃíodar ag éirġe níos ċruinne agus níos beaċta i leabaiḋ a ċéile, go raḃadar 'na pioctúiriḃ beóḋa soiléire os coṁair a súl agus iad ag teaċt agus ag imṫeaċt gan ḟaoiseaṁ.

Ní ḟaca sí an teaċ tall; ní ḟaca sí sgoláire na leaḃar agus na gcloċ; ní ḟaca sí an coṁarṫa nua, a raiḃ ainm ḃaintreaḃaiġe an Ċiarḋuḃánaiġ air, bíoḋ is gurab é sin a ċuir ag sean-ċuiṁneaṁ i dtosaċ í. Aċt ċonnaic sí pioctúir ós coṁair a súl. Ċonnaic sí fear óg caol a raiḃ dá ṡúil ġlasa 'na ċeann, dá ṡúil ġlasa ġreannṁara a ḃíoḋ ag síor-ṁagaḋ faoi gaċ n-aon. Ag gáḃail tar fuinneóig an tsiopa dó, féaċann sé isteaċ, ar an bpointe ċéadna is d'féaċ sise amaċ. Seasann sé . . . féaċann sé ar na hearraiḋe atá 'sa ḃfuinneóig, feiceann sé an ḃean óg . . .

Aċt naċ fada an t-aċar naoi mbliaḋna déag!

D'éiriġ an ḃean a ḃí ag an ḃfuinneóig. Ċuaiḋ go doras an tseómra. Ḃain sí anuas grafgréine a ḃí croċta ar an mballa agus d'féaċ go géar air leis an solus a ḃí ċuici isteaċ ó'n tsráid. Leig sí osna trom. Í féin a ḃí ann, nuair a ḃí sí seaċt mbliaḋna déag d'aois. Bíoḋ is go raiḃ an grafgréine sean, agus é sgrioḃṫa ar stáin glas, ḃeaḋ fios ag duine gan sean-ċuiṁne ar biṫ a ḃeiṫ aige, go raiḃ Neill daṫaṁail an uair sin. Agus ní ḃeaḋ sé ag dul amuḋa go mór dá n-abraḋ sé go dtiocfaḋ fear óg na súl nglas ngreann-ṁar arís.

Agus táiniġ. Naċ ḃfaca Neill é anois féin bíoḋ is go raiḃ oċt mbliaḋna déag imṫiġṫe ó soin. Ċonnaic sí anois féin é, bíoḋ is gur ar an sgoláire úd a ḃí cromṫa ós cionn na leaḃar a ḃí sí ag féaċaint.

Ḃuail sé isteaċ lá dá raiḃ sí féin ag taḃairt aire do'n tsiopa. Naċ é a croiḋe ḃí ag léimniġ nuair ċonnaic sí é! Ní raiḃ aon tsúil aici leis ar ndóiġ.

Leag sé uaireadóir ar an gclár.

"Cé ṁéad ?" ar seisean, agus sin é an céad focal ċuala sí uaiḋ ariaṁ.

D'innis sí sin dó.

"Cé'n t-ainm atá ort ?" ar sise agus peann 'na glaic aici.

"Míceál Ó Ciarḋuḃáin."

Sgríoḃ sí ar ċluicéid beag é. Ṫáinig luisne 'na gruaḋ. Ṫug sí an t-airgead agus an ċluicéid dó. Duḃairt sé rud éigin faoi n-a aṫair nár ċuir an t-airgead ċuige i n-am, aċt bí a dá súil ċoṁ beoḋa agus ċoṁ magaṁail sin is gur ċeap an cailín go raiḃ a ṗócaí lán.

Cérḃ é ? Cérḃ é an t-aṫair nár ċuir an t-airgead ċuige i n-am ? Céard a bí sé a ḋéanaṁ i gCaṫair na dTrí n-Uisge ? B'ſin iad na ceisteanna ċuir an cailín óg uirṫi féin nuair d'imṫig sé. Ċeap sí gur léiṫi féin feiceál táinig sé, aċt ní ḋearna sí aċt gáiriḋ nuair a ċeap. Ṫaitnig a glór leis an gcailín. Agus an dá súil glasa beoḋa greannṁara úd a bí aige ! Agus a ċeann caṫaċ ! Bí súil ag an gcailín go dtiocfaḋ sé arís ; bí súil aici go gcuirfeaḋ a aṫair an t-airgead ċuige—le n-a uaireadóir fágail. Ċeap sí go mba ṁór an peacaḋ é dá gcailleaḋ sé é. Aċt mise mo ḃannaiḋe nár ċaill. Ṫáinig sé arís agus arís eile, agus tráċṁail go leór is í féin a bíoḋ 'san siopa i gcoṁnuiḋe.

Casaḋ le ċéile go minic iad 'na ḋiaiḋ sin ; ar an Aifrionn ṁoċ Dia Doṁnaiġ i Seipéil Naoiṁ Eóin ; ar an tsráid nuair bíoḋ sí ag siopadóireaċt ; ar an loċ nuair a téiḋeaḋ sí féin agus a haṫair ag ioṁraṁ ar an Doṁnaċ d'feicfeaḋ sí uaiṫi é 'na ḃád féin. Faoi Ḃealtaine bíoḋ an Ċoróin Ṁuire 'san seipéal gaċ oiḋċe ; bí seisean ann an tarna hoiḋċe—cárḃ fios dó go mbíoḋ sise ann ? . . . Aċt d'éirig sí an-ṁór le Míceál Ó Ciarḋuḃáin . . .

D'éirig an sgoláire óg a bí 'san teaċ, tall, ar cuireaḋ an coṁarṫa nua air ; sín sé na géaga ; d' féaċ sé i dtreó na fuinneoige. Do geit Neill. Ó naċ é bí cosaṁail le n-a aṫair !

Bíoḋ is gur i murg an bláiṫ buiḋe bí na súile fáiṫte aici, is ar an lá úd a ndeaċaiḋ sí ag ioṁraṁ ar an loċ le aṫair an sgoláire óig úd tall a bí ag síneaḋ na ngéag anois bí Neill ag cuiṁneaṁ. Lá

breaġ gréine i dtúr Saṁraiḋ a ḃí ann. Ḃí an tír faoi ḃláṫ. An loċ 'n-a sgatán mór lonnraċ airgid sínte amaċ uaṫa ar gaċ taoḃ. An bád beag ag gluaiseaċt ṫríd an uisge go réiḋ socair mar ḋuine a ḃeaḋ ar leic-oiḋre. Eisean ag iomraṁ; sise ar an stiúir. Le gaċ buille iomraiṁ leigeaḋ sé siar é féin mar ḃeaḋ sé ag imṫeaċt uaiṫi, aċt go ḃfilleaḋ sé ar an aṫḃuille agus ṫosóċaḋ an ḃeirt ag gáiriḋ mar ḃeidís beirt ar aon intinn faoi ruḋ éigin. Agus ḃí—ṁeasadar beirt go mba ḃreaġ í an óige, naċ raiḃ aon tsaiḋḃreas ann aċt í. Ag teaċt a ḃaile ḋóiḃ tráṫnóna. . . .

Nuair a ḃí an méid sin de'n sgéal aiṫḃeoḋuiġte ag an mnaoi a ḃí ag an ḃfuinneoig d' éiriġ sí 'na seasaṁ, agus do labair ós árd:

"An mbeaḋ t'aṫair sásta ?" ar seisean.

"Ḃeaḋ," arsa mise.

"Agus tá tú féin sásta, ar ndóiġ ?"

"Naċ ort atá an magaḋ !" arsa mise.

Suiḋ an ḃean cois na fuinneóige arís. "Agus pós sé Ḃríġid Ní Ruaḋáin, agus mise agus mo ṁuinntir ag fanaċt leis 'san Séipéil !" ar sise go searḃ. "Sí Ḃríġid ba ċionntaċ. Ġoid sí uaim é. Aċt, a Ḃríġid . . ." D'éiriġ Neill 'na seasaṁ agus ḃagair sí a láṁ ar an teaċ ṫall agus ar an sgoláire óg. "Aċt nár téiḋid mé faoi 'n gcré, a Ḃríġid . . ."

Ċuir sí cosg léiṫi féin; ċonnaic sí Ḃríġid Ní Ruaḋ-áin, baintreaḃaċ an Ċiarḋuḃánaiġ, 'san seómra ṫall ag labairt leis an sgoláire óg. Ċuir seisean a ċuid leaḃar, agus a ċuid cloċ i dtaisge. An féaċaint ṫug an sgoláire óg d'á ṁáṫair ċuaiḋ sí go croiḋe 'san ṁnaoi i ḃfus mar ḃeaḋ sgian ġéar. Ṗóg an ṁáṫair é, (nós a ḃí aici ó fágaḋ 'na baintreaḃaiġ í) agus d'imṫiġ léiṫi le dul a ċodlaḋ.

D'fan Neill ag an ḃfuinneoig 'na teaċ féin. Na sean-ċuiṁni ḃí ag teaċt ċuici le dá uair, aċt a d'imṫiġ arís mar ḃeaḋ lóċan roiṁ an ngaoiṫ, do múnluiġeaḋ agus do daingneaḋ agus do fuinneaḋ 'na ċéile iad; do hatruiġeaḋ a gcruṫ agus a nádúr; ní sean-ċuiṁni ḃí ionnta anois aċt smaointe; smaointe troma bróin agus fuaṫa a ḃí ionnta, aċt go raiḃ an fuaṫ ag fágail treise ar an mbrón gaċ uile noiméad; níor féad sí an fuaṫ sin a ḋíbirt; níor féad sí a ḋul uaiḋ, agus

do ġein an fuaṫ an díoġaltas. Rud coṙpaṙḋa, ceap sise, a ḃí 'san nDíoġaltas seo; rud b'uaṫḃásaiġe agus ba ṁillteaiġe agus ba ġránda ná an t-aṫair a ġein é; rud beo, rud naṁaideaṁail a ḃí ann dar léiti, agus d'éiriġ sí de ġeit le n-a croid. Ċuir sí a dá láiṁ amaċ uaiṫi leis an naṁaid nuaḋ seo a ċongḃáil siar; ḃí coṁrac mór ann; amaċ léiti go beo as an seómra; ċait sí féin ar a glúnaiḃ ós coṁair altóra bige a ḃí cois a leabtan; focal níor ṫáiniġ as a béal, aċt ag luasgán anonn agus anall ḃí, ós coṁair na haltóra ḃí sí féin 'na paidir, 'na paidir beo.

Ḃí an naṁa faoi ċois aici ceap sí . . . aċt ḋúisiġ sí sean-Ċáit, an bean aimsire ḃí aici, le n-a géar-ġol.

. . . . .

Ar maidin d'osgail Neill an siopa mar ba ġnáṫaċ léiti ar leaṫ-uair tar éis a seaċt. Fíor-ċorr-ḋuine a ṫagaḋ isteaċ ċoṁ moċ sin, agus dá dtagaḋ ċuireaḋ sean-Ċáit iallaċ orṫa fanaċt, go dtagaḋ a maigistreas abaile ó Aifrionn a hoċt.

Aċt an ṁaidin seo ní raiḃ an siopa aċt fosgailte go bfaca Neill féin bean cos-noċta ċuici i leiṫ treasna na sráide. Bean beag faiteaċ a ḃí innti, agus sgeoin 'na dá súil. Ceapfá uirti, ar a siubal, ar an mbéal lag, ar an bféaċaint beo tapaiḋ a ḃí 'na súiliḃ, gurab í féin an faitċios i bfuirm mná. Bean de na mnáiḃ beaga craiḋte sin feictear go minic i measg na mboċt 'sna bailtiḃ móra a bfuil a n-uile gníoṁ 'na leiṫsgéal go bfuilid beo ar ċor ar biṫ. Ḃí naoiḋneán le n-a broллaċ.

Leag sí an beart mór a ḃí ar iomċur aici ós cóṁair Neill, mar duine a ḃeaḋ ag déanaṁ íoḋbairte.

B'fearr le Neill an diabal féin feiceál ná í an tráṫ seo de ṁaidin; ní raiḃ aon olc aici ḋi, aċt ḃí uirti an náṁa casaḋ léiti agus í 'na suiḋe ag an bfuinneóig a ċur faoi ċois. Cuid de ġleacaiḋeaċt an naṁad sin an bean seo a seolaḋ ċuici sul a ndeaċa sí ar an Aifrionn; nár ċeap sí aréir gurab é fear na mná bige a ċuideoċaḋ léiti le sásaṁ a baint amaċ, le díoġaltas a baint de na Ciarḋuḃánaiġ? Fear mór óil a ḃí ann, agus dá mbeaḋ sé féin agus an sgolaire óg 'na gcompánaiḃ . . . féaċ an caoi ar imṫiġ a aṫair; dá leigfeaḋ a bean dó naċ marḃóċaḋ sé é féin leis? . . .

Ḃí an dúil 'san ḃfuil ag na Ciarḋubánaiġ ċeap sí. Aċt ní leigfeaḋ Bríġid braon tar an tairsiġ. . . .

A Neill! a Neill! níl an naṁa faoi ċos agad fós!

D'osgail Neill an beart a leag an bean eile ar an gclár. Gúna fada lín-éadaiġ a ḃí an-ḟada an-ġeal an-ċumang 'san gcaḃail, gúna naoiḋe nua-ḃeirte an ċéad rud ar leag sí láṁ air. Leag sí ar leat-taoḃ é.

“Naċ ḃfuil sé ag obair,” arsa Neill leis an mnaoi ḃig.

“Tá, aċt tá a raiḃ againn ólta aige. Ḃí saoire beag aige . . . tá sé ag ól le ceiṫre lá . . . anois a ḋúisiġ sé . . . leagfaiḋ sé an teaċ orm mara ḃfuiġ' mé cúpla gloine fuisgí ḋó. . . .

Ḃain Neill cúpla léine as an mbeart; ċupla léine gan muinċillí a ḃí ċoṁ beag bideaċ sin is naċ dtéiḋidís ar ḃabóig, ċeaptá. Leag sí os cionn an ġúna fada ḃáin iad.

“An droċ-ċoṁluadar,” arsa Neill, “maraċ an droċ-ċoṁluadar ní ólfaḋ sé. . . .

Ḃain sí ḋá ṗéire bróg (stocaí tug Neill orta) as an mbeart.

“Mé féin a ċniotál iad,” ars an bean beag, “féaċ na ribíní breáġta ċuireas ionnta ionnós naċ dtuitidís d'á ċosaiḃ.”

Ṡíl an naoiḋneán breit orta: níor éiriġ leis.

“An droċ-ċoṁluadar . . .” arsa Neill, agus í ag leagaint na mbróg (nó na stocaí) os cionn an ġúna fada ḃáin.

Ċuaiḋ an sgoláire óg, mac an Ċiarḋubánaiġ tar an doras.

“Féaċ an fear óg sin,” arsa Neill, “ní ólann sé braon; ní téiḋeann sé sa droċ-ċuideaċtain.”

Leag Neill cóta beag bideaċ de'n flainnín gorm os cionn na n-earraiḋe eile; cóta beag bideaċ a rinneaḋ leis an ḃfuaċt a ċongḃáil ó ṁín-ċneas bog ċuṁarta a ṁórḋaċta a ḃí ann. Ṡíl seisean breit air, níor leig a ṁáṫair ḋó, bíoḋ is guraḃ é a ċóta féin é.

“Maraċ an droċ-ċoṁluadar ní ḃeaḋ orm a teaċt ċugat-sa leis na hearraiḋe seo . . . maraċ iad naċ é ḃeaḋ go sásta ag imteaċt ar fud na tíre ag bailiuġaḋ luiḃeanna ḋó féin agus 'gá sgrúduġaḋ,” arsa an bean beag go lag-ġlórac.

Ḃain Neill brat mór bán a cniotálaḋ le n-a mór-ḋaċt a ċosaint ar gaoiṫ agus ar fearṫainn as an mbeart. Ċonnaic sí an sgoláire óg ag gabail tar an doras an at-uair.

"Beag baogal go n-ólfaḋ sé an oiread," arsa Neill, "dá mbeaḋ sé i gcuideaċtain an fir óig sin . . . bíonn an beirt aca ag imteaċt ar fud na tíre; eisean ag bailiugaḋ luibeanna. . . .

Níor féad Neill a tuilleaḋ a ráḋ. Níor ċeap sí an méid sin féin a ráḋ, aċt sgior an ċainnt uaiti dá buideaċas. Ḃí an naṁa ag gabáil di; bí an rud mór corpardha ċeap sí a ċlaoiḋ aréir ag drannaḋ léiti. Dá mbeaḋ an sgoláire óg 'na ċompáide ag fear na mná seo, ní fada go mbeaḋ AN BEIRT 'san droċ ċuideaċtain; ní fada go n-ólfaḋ an sgoláire óg braon; ní fada go mbeaḋ an dúil niṁe ann . . . ní fada go mbeaḋ croiḋe cráiḋte ag a ṁátair—aici siúd a goid an fear uaiti féin. Sin é ċeap Neill, aċt níor dubairt sí aċt:

"An t-airgead céadna atá uait is doċa?"

"An t-airgead céadna," ars' an bean eile, ". . . aċt," ar sise, agus Neill ag tabairt an airgid di, "aċt beaḋ sé an-deacair iad a tabairt le ċéile."

"Fág fúm-sa é," arsa Neill, "socrócaiḋ mise duit é, feicfiḋ tú féin."

Níor ċeap Neill é a ráḋ Níor ċeap sí é a ḋéanaṁ aċt bí an náṁa 'na gar agus é d'á gríosaḋ. Ḃí sé ag fáġail an ceann-is-fearr uirti."

"Má ḋéanann tú sin dom," ars' an bean "deaṁan lá fad 's ṁairfeas mé naċ n-abróċaiḋ mé paidir ar do son"

D'imtig sí. Ċuaiḋ Neill siar san tseómra a bí ar creataḋ. Ċeap sí an sean-ċloca a ċur uirti le dul ċuig Aifrionn a noċt, mar rinne sí le noċt mbliadna déag, aċt nuair a rug sí ar an gclóca le n-a ċur uirti féin, d'fáisg sí a béal, ċait sí an clóca uaiti arís agus d'imtig léiti suas an staighre.

Suiḋ sí san gcatáoir ṁóir cois na fuinneóige. Ḃearc sí anonn ar teaċ an Ċiarḋubánaig. Ḃí an sgoláire óg 'san seómra tall, agus é ag cur lóin agus gléas bristé cloċ i mála. Ḃí a ṁátair ag doras an tige. Ḃí Neill go smaointeaċ agus í ag féaċaint

anonn ar an mbeirt ṫall; an mac 'san seomra ṫuas an staigre; an ṁáṫair ag an doras. Aċt pé smaointe ḃí 'na ceann níor noċtuiġeaḋ 'na gnúis iad. Ní ṡílteá uirṫi aċt gurb ag fáġail bolaḋ an ṁuirg a ḃí sí; ní ṡílteá uirṫi aċt gur ag éisteaċt leis "an ngaduiḋe duḃ" ag crónán a ḃí sí.

Ḃuaileaḋ clog an Aifrinn. Níor éiriġ Neill. Ní ḋéarna sí aċt a béal d'ḟáisgeaḋ.

Tar éis tamaill d'éiriġ sí de ġeit. Ċuaiḋ sí ċuig an sgaṫán a ḃí ós cionn an teinteáin, agus do ḋearc sí uirṫi féin ann. Ċrait sí a ceann.

"Ó táim ró-ṡean," ar sise léiṫi féin, "níl seisean aċt oċt mbliadna déag."

D'ḟáisg sí an béal arís. D'ḟan sí aċar beag 'na seasaṁ mar ḃeaḋ sí ag éisteaċt le rud éigin. Ṫug sí coisméag . . . ṡeas sí arís . . . ṫug sí coisméag eile, agus síos léiṫi. Rug sí ar an sean-ċlóca sróil a ḃí liaṫ-ġlas leis an aois, rug sí ar an hata beag duḃ a raiḃ an cleite éin ag éirġe i n-áirde go péacaċ as, agus ċuir sí orṫa iad. Ḃuail sí amaċ ar an tsráid. Aċt má ḃí daoine i gCaṫair na dTrí nUisge naċ ndeaċaiḋ ag obair go ḃfeicidís Neill ag gaḃail tar an doras agus í ag dul ar an Aifrionn, ḃíodar deireannaċ an ṁaidin seo, mar ní facadar í. Dá mbeidís ag ceann sráide bige, i n-aice leis an loċ, d'ḟeicfidís bean ḃeag ḋuḃ a raiḃ sean-ċlóca uirṫi a ḃí liaṫ-ġlas leis an aois, agus hata a raiḃ cleite éin ag eirġe i n-áirde go péaċaċ as, agus d'ḟeicfidís an bean ḃeag seo ag dul isteaċ i dteaċ na mná a ṫug an ḃearc ċuici ar maidin.

An oiḋċe ċéadna nuair a dúnaḋ an siopa, ḃí Neill ag an ḃfuinneoig. Ċonnaic sí beirt ḟear ag gaḃail an tsráid, agus dá ṁála ar iomċur aca. Ḃí an sgoláire óg ar duine aca, agus níor sgar an fear eile leis go raiḃ sé ag an doras. Fear na mná úd táinig ċuici ar maidin do b'eaḋ an fear eile.

An t-aiteas ḃíos ar snáṁaiḋe a d'ḟan tamall ar ḃruaċ an uisge ar eagla go mbeaḋ sé ró-ḟuar agus nár airiġ fuar ċor ar biṫ nuair a ḃí sé istiġ—sin é an t-aiteas a ḃí ar Neill nuair a ċonnaic sí an beirt úd i ḃfoċair a ċéile. Rinne sí gáire . . . agus má ḋúiriġ sí sean-Ċáit an oiḋċe sin ní le géar-gol a ḋúiriġ sí í.

Ḃí an ḃuaiḋ ag an náṁaiḋ.

. . . . .

Ḃí ḋúil mór ag Neill i mbainne gaḃar. Gaċ uile Ḋoṁnaċ 'san mbliaḋain ḃuaileaḋ sí amaċ i nḋiaiḋ Aifrinn a haonḋéag, agus do téiḋeaḋ sí siar an bóṫar le taoḃ an loċa. Ḃíoḋ an sean-ċlóca sróil uirṫi agus an hata a raiḃ an ċleite éin ag éirġe i n-áirde air go péacaċ; bíoḋ sgáṫ fearṫainne ós a cionn nuair a bíoḋ an ḃaisteaċ ann; bíoḋ an ceann céaḋna ós a cionn nuair a bíoḋ teas mór ó'n ngréin. Focal ní laḃairfeaḋ sí le éinne, aċt í ag imṫeaċt roimpi i gcoṁnuiḋe go sroiċeaḋ sí teaċ beag a bí le taoḃ an loċa timċeall 's dá ṁíle go leiṫ ó Ċaṫair na dTrí nUisge. Do ḃuaileaḋ sí isteaċ ann agus d'ólaḋ gloine bainne gaḃar; dá mb'aimsir ṁaiṫ a bí ann tóċróċaḋ sí an ċaṫaoir taoḃ amuiġ de'n doras, d'fanaḋ sí tamall ag féaċaint ar na báid ag gluaiseaċt tairsti, agus d'ólaḋ sí gloine eile de'n bainne.

'S iomḋa báḋ ḋíoḃ a ṫagaḋ i dtír ann, agus is iomḋa gloine de ḃainne gaḃar d'óltaoi 'sa teaċ beag úd le taoḃ an loċa. 'S iomḋa gloine de "ḃainne" nár ṫáinig ó aon ġaḃar d'óltaoi ann freisin aċt go mbíoḋ aiṫne ag fear a' tiġe orṫa siúd a d'ól é.

An ċéad Ḋoṁnaċ eile dá raiḃ Neill 'na suiḋe taoḃ amuiġ de'n doras, agus í ag ól a dara gloine de'n bainne gaḃar ċonnaic sí dá ḃád ḃeaga agus iad ag coiṁlint. Ní raiḃ i gceaċtar de na báid aċt aon fear aṁáin. Ḃí an fear a bí i mbád díḃ mór toirteaṁail láidir; fear óg caol a bí 'san mbád eile, aċt go mbaḋ fearr agus go mbaḋ clisde an fear iomraim é ná an fear mór. Ḃí a raiḃ ann ag féaċaint ar an mbeirt; cuid aca ag ceapaḋ go mbeaḋ an geall ag an ḃfear mór; cuid eile ag ráḋ go n-éireoċaḋ leis an ḃfear caol clisde. D'éireoċaḋ freisin maraċ gur ḃris sé ceann de na maidiḃ ráṁa agus é ar aġaiḋ an tiġe ḃig amaċ

Ṫáinig sé i dtír. Ṫáinig an fear eile i dtír freisin agus ḃuaileadar beirt isteaċ 'san teaċ beag. D'aiṫnig Neill iad. An sgoláire óg, mac an Ċiarḋubánaiġ agus an compáirde a ṫogaiġ sí féin dó a bí ann.

Do ċeap an sgoláire óg go ḃféadfaḋ sé maide ráṁa fáġail ar iasaċt ó fear a' tiġe. Ní raiḃ aon ċeann aige

Ṡuiḋ an ḃeirt fear taoḃ istiġ i n-aice an dorais. D'iarradar bainne gabar ar ḟear a' tiġe. Ḃí sean-aiṫne aige siúd ar an ḃfear mór: Má ḃí dat an bainne ar an deoċ a fuaireadar ní bolaḋ an ḃainne a ḃí uaiti. D'óladar an dara gloine ḋe. D'ól an fear mór an tríoṁaḋ ceann.

Ní faca Neill iad mar ḃí sí taoḃ amuiġ, aċt ċuala sí gaċ ar ḋuḃradar.

“Maraċ gur ċlis an ṁaide orm,” ars' an sgoláire óg, “beaḋ an geall agam.”

“Ḃeaḋ . . . aċt droċ-rat ort, ól ceann eile—tá an lá brotalaċ.”

“Ní ólfad . . . aċt ní faca tú an cloċ iongantaċ seo fuaireas i n-Uaiṁ an Ḟataiġ. . . .”

“Leat-gloine, bíoḋ leat-gloine agat, agus béiḋmíd ag imteaċt,” ars' an fear mór.

“Féaċ an cloċ seo,” ars' an sgoláire óg, “ní facṫas a leiṫéid ariaṁ ċeana. . . . Is cosaṁail leis an gcloiċ eibir í, aċt síltear go ḃfuil cuid de ṁianaċ na cloiċe aoil innti. Féaċ . . . na mílte míle bliadain ó soin ḃí an ċloċ sin i mbroinn na talṁan . . .”

“Beiḋ ceann eile agam-sa—tá an lá brotalaċ,” ars' an fear mór.

D'ól sé gloine eile, aċt ní raiḃ fios ag Neill ar ól an sgoláire óg an tríoṁaḋ ceann. Munar ól féin b'facṫas di go raiḃ a sáiṫ aige nuair a ṫáiniġ sé amaċ.

Nuair a ċonnaic an fear mór an ḃean a ḃí 'na suiḋe taoḃ amuiġ de'n doras do ḃeannuiġ sé ḋi. Ḃí aiṫne ṁaiṫ aige uirti.

“An abaile atá tú a dul?” ar seisean.

“Seaḋ,” ar sise.

“B'fearr duit teaċt i n-aonfeaċt linn-ne 'san mbád. . . .”

Ċuaiḋ an triúr aca i n-aon ḃád. An ḃeirt fear ag iomraṁ agus ise ar an stiúir. Ḃí an béal faisgiṫe go daingean aici agus í ag féaċaint ar an ḃfear óg. Ní raiḃ sí i mbád ó ḃí sí ar an loċ an lá faḋó le n-a atair—sul ar rugaḋ eisean. Ní raiḃ fios aici cé'n mí-ád ḃí uirti go ndeaċaiḋ sí leo . . . ḋearc sí ar an ḃfear óg úd a ḃí os a coṁair amaċ, an fear óg úd a ḃí ag imteaċt uaiti agus ag drannaḋ léiti le gaċ buille iomraiṁ dá dtugaḋ sé. . . . agus an dá súil

glasa ḃí 'na ċeann! An mbeidís ċoṁ lonnraċ soillseaċ maraċ an ḃraon d'ól sé? Naċ aige ḃí an ċainnt? Naċ é sgríoḃfaḋ an leaḃar taḃaċtaċ fós faoi ċloċaiḃ an ċeanntair? Níor féad Neill gan féaċaint air; naċ raiḃ sé ar a hagaiḋ amaċ? Naċ é ḃí cosaṁail le n-a aṫair agus é ag imṫeaċt uaiṫi agus ag drannaḋ leiṫi le gaċ buille iomraiṁ, agus an loċ 'na sgáṫán airgid sínte amaċ uaṫa ar gaċ taoḃ . . . aċt ní raiḃ aon ḃraon ólta ag an aṫair an lá sin. . . . Ċeapfá go raiḃ ḃraon ólta ag Neill féin leis an lasair ḃí 'na ḋá súil, agus leis an luisne ḃí 'na leacain, agus an gcaoi a ḃí an hata úd a raiḃ an ċleite éin go péacaċ ann, ar leaṫ-taoḃ ar a ceann. . . .

Rug múr bairtiġe orṫa sul a raiḃ siad i dtír agus fliuċaḋ an triúr.

"Naċ orm a ḃí an diṫċéille gur leigeas duit an buidéal a ċur i ḃfolaċ orm ar maidin," ars' an fear mór, "támuid fliuċ go craiceann anois."

Ar a ḋul i dtír dóiḃ ċuaiḋ an sgoláire óg go sean-ḃád a ḃí caiṫte ar ḃruaċ an loċa. Lean an ḃeirt eile é. Tóg sé clár a ḃí i gceann an tseanḃáid, agus friotaḋ buidéal an fir ṁóir faoi. Ḃain an ḃeirt fear slug as.

Ḃí an clár ar an talaṁ ag cosaiḃ Neill. Ar an taoḃ íoċtaraċ ḋe, ċonnaic sí leitreaċa a gearraḋ le sgían. Ḋearc sí go cúramaċ orra.

M. K.

N. B.

1888

na leitreaċa a ḃí ar an gclár. M.K. .i. Míceál Ó Ciarḋuḃáin i mḂéarla; N.B. .i. Neill Ḃrún; an lá ċeapadar pósaḋ an lá ġearradar na leitreaċa seo 'san gclár, an lá úd a raiḃ an loċ 'na sgáṫán airgid agus é sínte amaċ uaṫa ar gaċ taoḃ, agus bláṫ na hóige ar an mbeirt aca . . .

Ċaiṫ sí an clár isteaċ 'san loċ, agus d'féaċ ar an mbeirt a ḃí ag ól.

An oiḋċe sin nuair a ḃí Neill 'na suiḋe ag an ḃfuinneoig ag cur uisge ar na plannḋaiḃ, ḋearc sí anonn ar teaċ an Ċiarḋuḃánaiġ. Ní hé an sgoláire óg

connaic sí 'san tseómra ṫall, aċt a ṁáṫair agus í ag sileaḋ na súl.

. . . . .

Ní raiḃ mí caiṫte go dtug an sgoláire óg cuairt ar Neill. Ḃí an oiḋċe ag tuitim nuair a ṫáinig sé, agus ṡílfeá go raiḃ eagla air go ḃfeicfiḋe é.

Ḃain sé bráisléad as a ṗóca.

“Tá roinnt airgid uaim,” ar seisean, “le haġaiḋ leaḃar a ċeannaċt.”

D'ḟéaċ Neill ar an mbráisléad. Ceann luaċṁar a ḃí ann. “Ó Ṁíċeál Ó Ciarḋubáin dá ṁnaoi Ḃrigid” na focail a ḃí sgríobṫa air taoḃ istiġ.

“Ní raiḃ an t-airgead ag mo ṁáṫair le taḃairt dom indiu,” arsa an fear óg, “b'éigin di cíos ráiṫe íoc.”

Ṫug Neill trí punnt do bíoḋ is naċ dtiubraḋ sí pigin do ḋuine eile dá mbeaḋ ainm geárrṫa 'na ḃráisléad.

“Tiocfaiḋ mé 'na ċoinne i gceann cúpla lá,” ar seisean.

Nuair a dúnaḋ an siopa an oiḋċe sin ċuaiḋ Neill suas an staiġre. Suiḋ sí san gcaṫaoir cois fuinneoige. Ḋearc sí anonn ar teaċ an Ċiarḋubánaiġ. Ċonnaic sí Ḃrigid 'san seomra ṫall. Ċuir sí an bráisléad ar a láiṁ. Ṫosuiġ sí ag siubal anonn 's anall. Ḃí sí corruiġṫe go mór. Ṫosuiġ sí ag labairt léiṫi féin: Naċ di ba ċóra dó an bráisléad a ṫaḃairt i dtosaċ! Naċ di a ṫiubraḋ sé é maraċ tusa, a Ḃrigid Ní Ruadáin! Ḃfuil fios ag an té atá ag taḃairt an ḟéir anoċt gur ar mo láiṁ-se atá an bráisléad sin ṫug sé dá ṁnaoi! Má tá fios ḃfuil olc air!

Ḃí sí ag an ḃfuinneoig. Ḋearc sí anonn. Ḃí bean 'san tseomra ṫall.

“Tá fios aige é, tá fios aige é, a Ḃrigid Ní Ruadáin! (arsa Neill). Agus is fearr leis é beiṫ ar mo láiṁ ná ar do láiṁ-se. . . , A Ṁícil Uí Ċiarḋubáin! a Ṁícil Uí Ċiarḋubáin! naċ ar mo láiṁ-se a beaḋ sé ó tús maraċ an draoiḋeaċt a ċuir sise ort! Taḃair coṁarṫa dom, a Ṁícil Uí Ċiarḋubáin, gurab aṁlaiḋ beaḋ an sgéal muna mbeaḋ í. Taḃair an coṁarṫa dom a Ṁícil, a Ṁícil a ċroiḋe, agus beiḋ mé sásta. . . . Ní baċfaiḋ mé le do ṁac . . . cuirfiḋ mé ar bealaċ a leasa é a Ṁícil, aċt an coṁarṫa taḃairt dom. . . .

Ċeap sí gur airiġ sí an ḃráisléad an-trom ar ċaol a láiṁe. Ḃa ḋóiġ léiṫi go raiḃ an sean-teaċ ar ċraiṫeaḋ, gur airiġ sí ag gíosgán é agus luasgaḋ mór faoi. . . .

Ṫáiniġ an cat mór duḃ trasna an urláir agus a earball i n-áirde aige. Ċuimil sé é féin de ċois Neill. Do ġeit sise. D'fóbair dí a dul i laiġe. . . .

Ṡuiḋ sí ag an ḃfuinneóig arís. Ní raiḃ duine ná deóruiḋe le feiceál ar an tsráid. Ḃí sé ag dul i ndeireannas. Anois agus arís téiḋeaḋ fear tart; mairnéalaċ a dul 'na luinge nó badóir léir a ṫeaċt i dtír ar ṫaoile na h-oiḋċe. D'féaċaḋ Neill anonn ar ṫeaċ an Ċiarḋuḃánaiġ ó am go ham, agus d'feiceaḋ sí agaiḋ mná ag an ḃfuinneoig, aċt nuair d'feiceaḋ an ḃean ṫall an ḃean i ḃfus ṫeiḋeaḋ sí ar leaṫ-taoḃ. Nuair d'féaċaḋ an ḃean i ḃfus ar's ḃíoḋ agaiḋ na mná ann, agus í ag féaċaint suas an tsráid agus síos an tsráid gaċ ré uair.

'Sa deireaḋ ċuala an ḃeirt ḃan ceól. Fear ag gaḃáil fuinn a ḃí ann. Ḋearc an ḃeirt amaċ. Ċonnaiceadar a ċéile, aċt níor ṫarraing ceaċtar díḃ a ceann siar. Ḃí an ceól ag drannaḋ leo, ag drannaḋ leo i gcoṁnuiḋe. D'aiṫniġeadar beirt an glór. Ċonnaiceadar beirt an sgoláire óg ċuca agus dá ṫaoḃ na sráide aige. Ċuir an ḃean ṫall comarṫa na Croise uirṫi féin agus d'imṫiġ ó'n ḃfuinneoig. Níor imṫiġ an ḃean i ḃfus go ḃfaca sí an ḃeirt ag an doras, an mac agus an ṁáṫair, agus an ṁáṫair ag iarraiḋ a mic a ṁeallaḋ isteaċ abaile.

Agus ní oiḋċe 'san tseaċtṁain, aċt gaċ uile oiḋċe, a ḃíoḋ an ḃeirt ḃan ag feiṫeaṁ go dtagaḋ an fear óg a ḃaile. Ḃráisléad ar láiṁ duine aca; bolaḋ an ṁuisg cuṁarṫa 'na sróin; an cat mór ar a gualainn; an urċóid 'na croiḋe agus súil aici go mbeaḋ sé níos ólta ag teaċt a ḃaile dó ná ḃí an oiḋċe roiṁe. Agaiḋ ḃán ar an duine eile agus súil le Dia aici naċ mbeaḋ sé i ḃfad go dtagaḋ a mac. Nuair a d'feiceaḋ an ḃeirt ḃan a ċéile, sí an ṁáṫair a ṫéiḋeaḋ ar leaṫ-taoḃ, aċt nuair a ċluinidís an ceól ag drannaḋ leo, ḋearcaidís beirt 'na ṫreó, agus d'feicidís an sgoláire óg ċuca agus dá ṫaoḃ na sráide aige.

Ba beag an áird a ḃí ag an sgoláire úd ar a ċuid leabar ná ar a ċuid ċloċ faoi seo; ba beag an áird a bí ag an mnaoi úd a mbíoḋ an cat mór duḃ ar a gualainn aici ar Aifrionn a noċt. Ní téiḋeaḋ sí ar aon Aifrionn aċt Aifrionn an Doṁnaiġ aṁáin.

. . . . .

Aċt bí Neill gan an bráisléad oiḋċe. Ċuaiḋ sí isteaċ 'san sioṗa le n-a fáġail, le n-a ċur uirṫi go dtugaḋ sí sgaṫaṁ ag an bfuinneoig aċt ní raiḃ sé ann. Ċuardaiġ sí tall is i bfus. Ní bfuair sí i n-aon áit é. Mara bfuair sí an bráisléad fuair sí sgian, sgian faḋa ċam a raiḃ a leaṫ-lann briste; i n-aice an bosga 'na mbíoḋ an bráisléad i dtaisge aici de ló a bí an sgian. Ḃí baraṁail aici cé ċaill í: agus an té ċaill í, sé goid an bráisléad. Ṫug sí an sgian faḋa ċam do na síṫ-ṁaoir. I gceann dá lá gabṫar an sgoláire óg.

An oiḋċe ar gabṫar é bí Neill i seomra beag ar cúl an tiġe, agus í ag féaċaint a raiḃ aon niḋ eile caillte aici. Is iomḋa sgéal a bain le na hearraiḋe úd a bí os coṁair na mná bige: bí stair ag baint le gaċ ceann a noċtóċaḋ duit cuid maiṫ de'n saoġal a bí ag na boiċt i gCaṫair na dTrí nUisge. Ḃí an áit 'na raic aici nuair a buail máṫair an sgoláire óig isteaċ. Ḃí iongnaḋ ar Neill. Ní raiḃ a fios aici cé'n ċaoi a dtáinig sí isteaċ mar ceap sí go raiḃ glas ar an doras aici; ní raiḃ fios aici aċt oiread gur gabaḋ an sgoláire óg.

Ċaiṫ an ṁáṫair ar a dá glúin í féin os coṁair na mná eile.

"Ó ná déan gadaiḋe de! ná déan gadaiḋe de os coṁair an tsaoġail," ar sise.

"Rinne sé gadaiḋe de féin," arsa Neill.

"Ná habair tada 'na agaiḋ, ó ná habair . . . beaḋ sé náireaċ a ráḋ gur goid sé é . . . níor goid! níor goid mo ṁac-sa tada ariaṁ . . . aċt bí náire air róṁam-sa nuair a fuaireas amaċ go raiḃ an bráisléad imiġṫe . . . bí náire air go silfinn-se gur díol sé é—tugas an t-airgead dó le n-a tabairt duit . . . tugas dó trí huaire é aċt . . . aċt . . . aċt d'ól sé é . . . Abair nár goid sé é . . . abair go dtug tú féin dó é . . . Abair rud ar biṫ . . . ar son Dé agus na Maiġdine . . . A ṁic mo ċroiḋe istig féaċ

an ḃail atá ort anoċt . . . agus gan é aċt naoi mbliaḋna déag. . . .

Ḃí greim ag an ṁáṫair ar gúna na mná eile ar nós naċ n-imṫeoċaḋ sí uaiṫi. Ḃí an ḃean eile ag féaċaint ar an agaiḋ ḃán ċráiḋte a ḃí síos fúiṫi. D'fáisg sí a béal.

"Ḃí do ṁac sásaċ sean, a Ḃrigid Ní Ruaḋáin," arsa an ḃean eile, "le mo ċuid-se a goid."

"Do ċuid-se a goid . . ." ars' an ṁáṫair; ḃí sí ar tí "an ḃráisléad tug Míċeál Ó Ciarḋuḃáin dom-sa," a ráḋ: ċuiṁnig sí uirṫi féin i n-am.

"'S eaḋ mo ċuid-se a goid," ars' an ḃean eile: "nár tugas airgead dó ar iasaċt air?"

"Tug, tug . . . aċt béaraiḋ mise do ċuid airgid duit . . . béaraiḋ mé seaċt n-uaire déag duit é . . . béaraiḋ a ḃfuil agam duit, aċt ná cuir san bpríosún é . . . ná cuir! ná cuir agus béaraiḋ mé duit a ḃfuil agam agus mo ḃeannaċt leis . . . raċaiḋ mé ar lorg na déirce . . ."

Síl an ḃean eile imṫeaċt aċt ḃí greim daingean doċt ag an ṁáṫair uirṫi. Ní raiḃ san seomra aċt coinneal, agus d'feicfeá dá sgáil ar an mballa bán ar a gcúl; bean ar a glúnaiḃ agus í ag luasgaḋ anonn 's anall; an ḃean eile 'na seasaṁ mar ḃeaḋ cuaille ann agus í ag dearcaḋ anuas ar an mnaoi a ḃí ar a glúnaiḃ. An gaoṫ aniar a ṫáinig isteaċ ó'n muir ṁóir ṫar an gcuan agus ṫar sráideannaiḃ Ċaṫraċ na dTrí nUisge, ḃí sí ag déanaṁ spóirt di féin i simné an tiġe ṁóir úd a raiḃ déanaṁ tiġe Spáinnig air.

"Tugas airgead dó ar an mbráisléad—tugas airgead dó ar mo ċuid féin," ars' an ḃean a ḃí 'na seasaṁ, agus ḃí fuinneaṁ na gaoiṫe aniar 'na glór, "aċt dá mbeaḋ an té atá faoi an gcré annseo 'nár láṫair anoċt, a Ḃrigid Ní Ruaḋáin, d'innseoċaḋ sé dúinn gur dom-sa ba ċóra dó é ṫabairt i dtosaċ . . . agus d'innseoċ' sé dúinn gur dom-sa a ṫiuḃraḋ sé é maraċ gur ċuir tusa draoiḋeaċt air, a Ḃrigid Ní Ruaḋáin . . ."

Do ġeit an ḃean a ḃí ar a glúnaiḃ. Do ḃog a greim beagán.

"Ḃí an cneaṁaireaċt i gcroiḋe do ṁic ó tús, a Ḃrigid Ní Ruaḋáin," ars' an ḃean a ḃí 'na seasaṁ, "agus ní ar na cloċaiḃ fuair sé é; . . . ní ó n-a

aṫair ṫug sé leis é, a Ḃrigid Ní Ruaḋáin, . . . cé goid an fear uaim agus é ar tí mé pósaḋ, a Ḃrigid Ní Ruaḋáin! Is iomḋa lá le naoi mbliaḋna déag aduḃras liom féin naċ ḃfanfainn ar mo ṡuaiṁneas faoi 'n gcré go ḃfeicinn an ḃean a rinne an gníoṁ sin ar a glúnaiḃ os mo ċoṁair sul a ḃfágfainn an saoġal . . . 'Nois, a Ḃrigid Ní Ruaḋáin!"

Ḃí an ṁáṫair ar tí éirġe dá glúnaiḃ aċt ṫug sí aon ḟéaċaint aṁáin eile ar an mnaoi a ḃí 'na seasaṁ ag impiḋe uirṫi a mac a ṫaḃairt ḋí. Aċt ḃí an ḃéal fáisgiṫe aici fiúḋ, agus ḃí ḃior 'na súiliḃ. Ṫosuiġ an ġaoṫ aniar ag feadaoil agus ag déanaṁ spóirt i simné an tsean-tiġe. Is ḃeag nár múċaḋ an coinneal.

"A ṁicín! a ṁicín!" ars' an ṁáṫair, agus ḃéaḋ truaiġ ag éinne ḋí le méid a ḃróin. "A ṁicín! a ṁicín!" ar sise, . . . ná coinniġ uaim é! ná coinniġ uaim é!"

Aċt ḃí croiḋe cloiċe 'san mnaoi eile an oiḋċe úd.

"Ḃeaḋ sé ċoṁ maiṫ duit ḃeiṫ ag caint leis an mballa," ar sise, agus ṫug sí a drom ḋí.

D'ḟan an ṁáṫair noiméad ḃeag ag féaċaint uirṫi.

"Go raiḃ mallaċt na maṫar a ċaill a gclann ṁac ort," ar sise, "go leanaiḋ sé san saoġal seo tú, agus go raiḃ sé roṁat san saoġal eile," agus amaċ léiṫi.

Níor ċuir an ḃean eile cor ḋí. Ṫosuiġ an ġaoṫ a ṫáiniġ aniar ó'n muir ṁóir ṫar an gcuan agus ṫar sráideannaiḃ na caṫraċ ag feadaoil agus ag déanaṁ spóirt san tsimné; ṫáiniġ sí anuas tríd an tsimné agus siúḋ timċeall an urláir í go ndeaċaiḋ sí amaċ ar an doras fágaḋ forsailte. Múċaḋ an coinneal.

Ráiṫe priosúntaċt' ċuireaḋ ar an sgoláire óg. Cuirfiḋe a tuilleaḋ air maraċ go dtáiniġ sé amaċ lá na Cúirte naċ raiḃ éinne i siopa Néill an lá ċuaiḋ sé ann leis an airgead a ṫaḃairt ḋí agus an ḃráisléad fáġail; go ḃfaca sé ar leaṫ-ṫaoḃ é; gur sgioḃ sé leis é gan cuiṁneaṁ air féin agus go raiḃ eagla air filleaḋ leis. B'éigin do Néill admaċtáil go mbíoḋ sí féin 'ġa ċaiṫeaḋ d'oiḋċe ag an ḃfuinneoig.

Aċt níor ċaiṫ sí a tuilleaḋ é, agus níor ċaiṫ sí an gúna ḃí uirṫi an oiḋċe úd arís coiḋċe. Ḃí long ṁéar na mná eile ann.

. . . . .

An lá ar ṫáinig an sgoláire óg as an bpriosún ḃí baisteaċ mór ann. Nuair a dúnaḋ an siopa ċuaiḋ Neill suas an staiġre; agus do ṡuiḋ sí ag an bfuinneoig bíoḋ is naċ raiḃ de ṡolus san tseomra aċt a dtáinig isteaċ ó'n lóċrann sráide a ḃí ag coirnéal an tiġe. Ḃí bolaḋ an ṁuisg 'na sróin; ḃí an cat mór ar a gualainn agus é ag iarraiḋ a ḃeiṫ lagaċ léiṫi. Ḋearc sí anonn ar teaċ an Ċiarḋubánaiġ ag ceapaḋ go bfeicfeaḋ sí an sgoláire óg 'san tseomra tall. Ní raiḃ sé ann. Ṫug sé cuairt ar ċaraiḋ leis, bíoḋ is go raiḃ an ṁáṫair ag iarraiḋ air fanaċt san mbaile. Aċt geall sé ḋí naċ bfanfaḋ sé i bfad agus naċ leigfeaḋ sé deór ṫar a ḃéal . . .

Ḃí fios ag Neill go mbeaḋ sé 'san tseomra dá mbeaḋ sé 'sa mbaile. Ḋíbir sí an cat mór. Ḃí cineál eagla uirṫi go dtosóċaḋ sé ag ól arís. Ḃí sásaṁ bainte amaċ aici. Ċuir sí an mac sa bpriosún; ċuir sí an ṁáṫair ar a glúnaiḃ . . . aċt ní féadfaḋ sé ḃeiṫ ag ól—b'féidir go ndeaċaiḋ sé a ċodlaḋ. . . .

D'éirig sí. Ḃain sí an bráisléaḋ as an mborsa 'nar ċuir sí é an lá ṫug na síṫ-ṁaoir ḋí é. Ċuaiḋ sí ċuig an bfuinneoig, agus do ḋearc sí anonn, agus an bráisléaḋ úd a ṫug Miceál Ó Ciarḋubáin na súl nglas dá ṁnaoi 'na láiṁ aici. D'fan sí tamall maiṫ ag an fuinneóig ag féaċaint anonn. Ḃí sí corruiġṫe go mór.

Lasaḋ solus 'san tseomra tall. Connaic Neill na leabair agus na páipéirí agus na cloċa d'fág an sgoláire óg ar an mbord; níor corruiġeaḋ iad an faid as ḃí sé san bpriosún. Connaic sí Ḃrigid Ní Ruaḋáin san tseomra agus í ag imṫeaċt anonn 's anall, anonn 's anall, gan faoiseaṁ. Connaic sí 'na suiḋe ag an bfuinneoig í, agus í ag féaċaint suas an tsráid agus í ag féaċaint síos an tsráid gaċ re uair. Connaic sí a haġaiḋ bán cráiḋte; aċt nuair d'feiceaḋ an bean tall í d'imṫeoċaḋ sí ó'n bfuinneoig. Agus nuair d'feiceaḋ an bean i bfus ag imṫeaċt í, bíoḋ fonn mór uirṫi a ḋul ċuici, an bráisléaḋ a ḃí 'na láiṁ aici a ṫabairt ḋi agus maiṫeaṁnais a iarraiḋ uirṫi. Aċt ní ḋeaċaiḋ, bíoḋ is go raiḃ an fuaṫ a ḃí 'na croiḋe claoiḋte aici.

Ṫosuig clog mór na Caṫraċ a bualaḋ: a haon, a dó, a trí . . . a haondéag. Ċomairig an ḃeirt ḃan, agus

do ḋearcadar amaċ. Níor ṫarraing éinne aca a ceann siar.

Ḃí an ḃáisteaċ ṁór ann, agus an ġaoiṫ aniar 'gá tiomáint roimpi trí sráidiḃ cuṁanga na caṫraċ. Ḃí cipíní agus páipéir agus brosgar eile ag gaḃáil le fánaiḋ na sráide. Ċonnaic Neill píosa de ċraiceann oráiste ag gaḃáil le fánaiḋ tar an lóċrann sráide a ḃí ag coirnéal an tiġe. Ṫug sí gaċ uile sórt faoi deara má ḃí sí ċorruigte féin. Ḃí solus i mórán fuinneoig eile 'sa tsráid, aċt ḃíodar ag dul i n-éag de réir a ċéile.

Tosuiġ an clog mór ag bualaḋ arís; a haon, a dó, a trí, . . . a dó déag..

Ḃí truaiġ ag Neill do'n ṁnaoi tall. Ċuir sí an bráisléad malluiġṫe faoi n-a sál le satailt air. Ṫóg sí arís é; ċuaiḋ sí ċuiġ an doras de riṫ le dul anonn ċuig an mnaoi tall. Stad sí; d'ḟill sí ċuig an ḃfuinneoig. Ḃí an sean-náṁa 'na gar fós.

Tosuiġ an clog mór ag bualaḋ arís: A haon . . . aon buille aṁáin aċt ċuir an buille sin, sgannraḋ i gcroiḋe na beirte. Ḃí an ḃeirt ḃan ag súil naċ mbeaḋ sé i ḃfad go ḃfeicidís mac an fir úd a raiḃ an dá súil glasa ġreannṁara 'na ċeann tráṫ, aċt a ḃí faoi'n gcréafóig anois. . . .

Ṫáinig an ġealaċ amaċ. Ḃí an tsráid fliuċ go soillseaċ agus go sleaṁain i ndiaiḋ na fearṫainne.

Tosuig an clog mór ag bualaḋ arís: a haon, a dó. Dá ḃuille. D'ḟéaċ an ḃeirt ḃan ar a ċéile. Ḃí beirt ṁairnéalaċ ag gaḃáil an tsráid. Ċuir an ḃean tall a ceann amaċ tríd an ḃfuinneoig:

“A' ḃfaca siḃ mo ṁac i n-áit ar biṫ? ar sise, aċt sul a raiḃ am aca freagra taḃairt uirti ḃí sí imṫiġṫe ó'n ḃfuinneoig.

Tosuig an clog mór: a haon, a dó, a trí: d'ḟéaċ an ḃeirt ḃan ar a ċéile.

Ċualadar torann éigin. Ċuireadar beirt ċluas orṫa féin. Céard a ḃí ann? Ḃí sé ag drannaḋ leo . . . aċt ní raiḃ ann aċt giosgán trucaill. Ċuaiḋ sé idir an dá teaċ, agus b'ḟacas do'n ḃeirt ḃan go raiḃ an tiom-ánaiḋe 'na ċodlaḋ agus an dá ċapall ag iarraiḋ a ḃeiṫ ag déanaṁ bealaċ a ḃaile. Ḃa le luċt déanta uisge beaṫa an trucaill.

Ṫoruiġ an clog mór: a haon, a dó, a trí, a ceaṫair: d'féaċ an beirt ḃan ar a ċéile. Ṫáinig fonn ċuca ar an ngaoiṫ aniar. Connaic siad an sgoláire óg ag teaċt agus ḋá ṫaoḃ na sráide aige. Ṡeas sé ag ceann na sráide go leigfeaḋ sé an trucaill ṫart. . . . Ḃí na capaill ag imṫeaċt go roiġin réiḋ . . . . ṡíl se a ḋul anonn trasna na sráide . . . sgiorr sé . . . do sgreadaḋ an beirt ḃan . . . Ḃí an trucaill 'na ṁullaċ.

. . . . .

Deirtear i gCaṫair na dTrí nUisge go mbeaḋ sé beo fós maraċ an piosa sin de ċraiceann oráiste ar ṡeas sé air; aċt is dóiġ le daoine eile go raiḃ sé tuirseaċ de féin agus dá ṡaoġal . . .

Feicṫear Neill ag an bfuinneoig fós, an cat mór duḃ ar a gualainn aici agus bolaḋ an ṁuisg 'na sróin. Aċt nuair féaċann sí anonn trasna na sráide cuṁainge, ní feiceann sí éinne de na Ciarḋuḃánaiġ san teaċ tall. Táid uile 'na luiġe in aon uaiġ aṁáin, i reiliġ Naoiṁ Eóin.

# Triúr Ban a Ḃí ar Aiṫne Agam.

## I.—An Ḃean a Gortuiġeaḋ.

Cluineaḋ clog gá bualaḋ i gCloċar na Trócaire i Maċaire Ruis mara gcuala aċt an t-aon duine aṁáin é. Má ḃí an darna cailín san áit a ċuala an dá ḃuille déag níor ċuir sí an truim ċéadna ann is ċuir Peigín ní Ġríoḃta. Ċuala sise an clog agus í ag iarraiḋ beiṫ ag léiġeaṁ a leaḃair leis an droċ-ṡolus ḃí aici ó lóċrann sráide ḃí taoḃ amuiġ de ḟuinneóig an árais ċodalta. Ċeap sí i dtosaċ naċ raiḃ sé aċt a haon déag, aċt nuair a ċuala sí an dá ḃuille déag ṫáinig eagla uirṫi naċ mbeaḋ a dóṫain codalta déanta aici agus naċ n-eiriġeaḋ léiṫi san sgrúduġaḋ lá 'r na ḃárac. Níor ċuir sé as di go raiḃ riaġlaċa na sgoile gá mbriseaḋ aici: naċ raiḃ an tSiúir Máire Alacó 'na codlaḋ le ós cionn dá uair, agus naċ raiḃ fúiṫi féin an ċéad áit ḟagáil san sgrúduġaḋ!

Aċt ó ḃí sé ċoṁ deireannaċ sin san oiḋċe, ḋún sí a leaḃar agus sac sí isteaċ faoi 'n adairt é. Ṫarraing sí na pluid timċeall ar a guailniḃ, ḋún sí na súile agus ċéaptá go raiḃ sí 'na sáṁ-ċodlaḋ agus a tiuġ ḟolt breaġ donn ag cuṁdaċ a cinn. Ní raiḃ. Ní raiḃ cúig noiméid caitte gur ṫóg sí a ceann arís, agus gur ṫarraing sí ċuici an leaḃar aċt ní ċun léiġteóireaċt é. Ní dearna sí aċt breiṫ ar ċárta Nodlag ḃí istiġ sa leaḃar agus a ḃeiṫ gá leiġeaṁ mar ḋ'eaḋ. Aċt ní gá leiġeaṁ ḃí sí—na focail a sgríoḃaḋ ar an gcárta Nodlag sin ḃíodar de ġlanṁeaḃair aici ċeana. Má ṫug sí póg do'n ċárta agus má ṫáinig deór le n-a

súil glais, ní aḃróċar aon ċeó faoi annseo. Má sinne, ná ceaptar naċ raiḃ sí cinnte go raiḃ gaċ duine de'n dáréag ḃí sa seómra léiti 'na suan.

Ar maidin ar ḋúiseaċt ḋí, ní hé an sgrúdugaḋ an ċéad rud ar tosaiġ sí ag smaoineaḋ air. Ḃí sí le dul aḃaile an tráṫnóna sin agus ba ṁór an fáilte ḃeaḋ ag a haint roimpi tar éis ráiṫe a ċaiteaṁ i ḃfad ó ḃaile. Gaċ uile oiḋċe ag dul a ċodlaḋ ḋi, tarraingeaḋ sí a caol-ṗeann tré uiṁir an lae a caiteaḋ, sa ḃféilire ḃeag ḃí greamaiġte dá clár sgríoḃaiḋeaċta, agus leigeaḋ sí uirti féin gur mar ġeall ar an gcion ḃí aici ar a haint ḃíoḋ an lúṫġáir uirti go raiḃ lá eile imṫiġṫe. Agus cad ċuige naċ mbeaḋ gliondar ar a croiḋe an ṁaidin ḃeannaiġṫe seo? Naċ raiḃ an lá mór tagṫa? Naċ mbeaḋ sí i gcuiḋeaċtain na hainte roiṁ dul faoi do'n ġréin? Má ḃí fáṫ eile ag Peigín leis an lúṫġáir, ċeil sí uirti féin é. An cárta Nodlag sin da dtug sí póg faoi rún, má tig, ḃí súil aici go gcarfaiḋe léiti an té seól ċuice é go minic ar feaḋ na laeṫe saoire; aċt ar ndóiġ is corr-ċailín ċiallṁar i dtosaċ na ndéaga a leigfeaḋ uirti féin gur ċuir sí an oireaḋ sin sbéise i ḃfear a ḃí níos sine ná í faoi ḋó, agus mara raiḃ ciall ag Peigín ní raiḃ aon rud aici.

* * * * *

Fiċe míle fada ḃí ann ó Ṁaċaire Rois go Doire na ḃFiaḋ mar a raiḃ coṁnaiḋe ar Peigín agus ar a haint. Ḃí tuitim na hoiḋċe ann nuair ċuaiḋ an cárr tar an teaċ-pórta atá coṁġarac do Ḋoire na ḃFiaḋ. Toir ó'n teaċ-pórta tá log sa mbóṫar agus sgeaċa ag fás ann. Tráṫnóna deireannaċ tagar an pórta do'n Doire, agus is beag tráṫnóna sa mbliaḋain naċ ḃfeicfiḋe fear caol árd a raiḃ iomċur míleaḋta faoi ag gaḃáil soir an bóṫar ó'n teaċ-pórta agus páipéar nuaiḋeaċta nó dó faoi 'n asgaill aige. Ba ṁinic ḋó a sgíṫ a a leigint sa log nuair ḃíoḋ an aimsir feileaṁnaċ ċuige, agus ḃeiṫ ag léigeaṁ faoi'n saoġal mór ṫréig sé. An té d'feicfeaḋ é ó ḃárr an áird, ċeapfaḋ sé gur sagart nó bráṫair ḃí ann mar níor cleaċtuiġeaḋ cultaċa duḃa i nDoire na ḃFiaḋ. Agus ba ċuma cé'n t-eólas ḃeaḋ agat ar nósaiḃ an tsaoġail ná ar ḋaoine ná ar na cultaċaiḃ is gnáṫaċ le gaċ treiḃ is lo

gaċ ceird a ċaiteaṁ, ní féadfá déanaṁ amaċ cé'n ċeird dar ḃíoḋ é gan cainnt a ḃaint as. Gur fear meaḃraċ géarċúiseaċ ḃí ann an ċéad rud a ċeaptá; ní ḃeaḋ aiṁreas ort naċ ḃfaca sé cuid ṁaiṫ de'n tsaoġal idir olc maiṫ; aċt nuair a tóigeaḋ sé a dá ṡúil de'n ṗáipéar agus tú ag imṫeaċt tarais deirteá leat féin dá mbeaḋ rún agat go gcaitteá é sgaoileaḋ leis an té a raiḃ an dá ṡúil sin 'na ċloigeann.

Agus sin é díreaċ an rud a ċeap Peigín Ḃoċt an ċéad lá dár casaḋ léiti é san los seo bliaḋain an taca seo, aċt ar ór na ċruinne ní leigfeaḋ sí a rún leis anois. Duḃairt sí leis an tiománaiḋe baint as an gcapall ar faitċios go mbeaḋ sé san los roimpi, agus go mbeaḋ uirti laḃairt leis nó marcaiḋeaċt féin taḃairt dó mar ba ċoṁarsa béil dorais ḃí ann. Aċt nuair naċ raiḃ sé le feiceáil aici tuit an caoiḋe uirti. Táinig cineál cuṁa uirti aċt níor leig sí uirti féin cé'n fáṫ ḃí leis an gcuṁa má tuig sí é, agus ní móide gur tuig mar ní raiḃ d'aois aici aċt sé bliaḋna déag agus naċ iomḋa duine tagas cuṁa air ar teaċt na hoiḋċe mór-ṁór i dtosaċ an tsaṁraiḋ?

A Ṗeigín a ċroiḋe!

* * * *

Mara raiḃ sa teaċ ag aint Ṗeigín aċt í féin agus seanḃean aimsire, ní ḃíḋis gan coṁluadar an oiḋċe d'ḟilleaḋ an ġearrċaile ó'n sgoil san mbaile mór ar na laeteanntaiḃ saoire. Ḃíoḋ sgoraiḋeaċt ann an oiḋċe sin, aċt ní ḃíoḋ sa láṫair aċt na daoine ba ṁó le ráḋ san áit. Is mór an greann ḃíoḋ ag Peigín ar na daoine móra seo i gcoṁnaiḋe mar ḃí an ṁeiḋir agus an fult agus líoṁaċt cainnte ag baint léiti ó ḋúċċas, agus is iomḋa magaḋ ġníteaḋ sí faoi'n ṁuinntir ḃíoḋ bailiġte ann. Aċt an oiḋċe seo tugaḋ faoi deara go raiḃ sí an-smaointeaċ innti féin agus gan an oireaḋ cainnte aici is ba ġnáṫaċ léiti. Ḃí sí 'na suiḋe ar ċaṫaoir ḃig faoi'n ḃfuinneóig, agus leaḃar ceóil ar a glúnaiḃ aici, agus í ag iompuġaḋ na mbilleóg go neaṁṡuimeaṁail. B'ḟada léiti go raiḃ se i n-am codalta. Ḃí sí tuirseaċ de'n sgoraiḋeaċt.

Aċt baineaḋ geit airti go tobann. Táinig fear caol árd a raiḃ culaiḋ ḋuḃ air isteaċ. Ḃeannaiġ go múinte do'n ċoṁluadar. Laḃair go ciúin lágaċ le

bean a' tíġe .i. le aint Peigín agus ḃí sé ar tí ḃualaḋ faoi ar ċaṫaoir i n-aice an piano nuair ċonnaic sé an ġeárrċaile faoi'n ḃfuinneóig.

"Naċ í ṁéadaiġ, a Ḃrigid," ar sé leis an aint, "caiṫfear gúna fada ċur uirṫi feasta, agus deis níos feileaṁnaiġe ar a cuid gruaige. . . ."

Leis an aint ḃí sé ag caint aċt ċuala Peigín é, agus nuair ċonnaic sí ag teaċt é le láṁ a ċreaṫaḋ léiṫi ċeap sí 'na hintinn féin naċ laḃraḋ sí leis ar ċor ar biṫ. Ċuirfeaḋ sí i gcéill dó naċ aḋḃair magaiḋ ḃí aige innti, aċt níor ċuiṁniġ sí ar an rún sin nuair ċonnaic sí an láṁ sínte amaċ aige agus an dá ṡúil ḃeóḋa ġáireaċa ag dul tríṫi.

An leaḃar ceóil ḃí aici ar a glúnaiḃ ṫuit sé ar an urlár le ċoṁ corruiġṫe is ḃí sí, aċt ó ċoimniġ sí greim cruaḋ ar an mbilleóig ḃí gá iompuġaḋ aici sróiceaḋ as an leaḃar í. Ṡíl sí féin agus an fear árd an leaḃar a ṫógáil ar an noiméad céadna aċt ḃualaḋ a dá gcloigeann go trom i n-agaiḋ a ċéile. Ceapaḋ gurab í an timpist sin ċur as do'n ġearrċaile.

"Suiḋ annseo láiṁ liom, a Ṫomáis Uí Ċaṫáin," ars an doċtúir. "Is maiṫ liom caint a ḋéanaṁ leat faoi nuaḋ-litriḋeaċt na Spáinne"

Ṡuiḋ an fear árd le taoiḃ an doċtúra agus ḃí comráḋ an-léiġeanta aca aċt nár ċuir aon duine mórán suime 'na mbriaṫraiḃ aċt Peigín. Ḃí sise i ngar dóiḃ ag slogaḋ isteaċ gaċ uile focal agus ag fanaċt le faill fáġáil le n-a laḃar féin a ċur isteaċ sa gcainnt le taisbeáint do Ṫomás Ó Caṫáin naċ páisde ḃí innti. Ḃí focal maiṫ ceapṫa aici aċt nuair ṡíl sí é ráḋ ní raiḃ an ṁisneaċ aici. Nuair ṡíl sí focal éile a ráḋ ċuir an doċtúir isteaċ uirṫi le rud seafóideaċ eicint agus ḃain sé gáire as an gcuideaċtain.

Aċt ḃí misneaċ ag Peigín. Nuair a ḃí an ċuideaċta na tost duḃairt sí.

"Ní fiú mórán baramail an doċtúra ar an sgéal sin," an sise, "mar ní féidir leis an Spáinnis a léiġeaṁ."

Ní raiḃ a fios aici cinnte ar ċríoċnaiġ sí an abairt. Ċuir a glór féin sgáṫ uirṫi. Ṡíl sí go raiḃ óinseaċ déanta aici di féin. Ní ḃeaḋ meas go deó arís ag

Tomás Ó Catáin uirṫi. Nuair rinneaḋ gáiriḋ faoi ruḋ éigint eile ċeap sí gur ag gáiriḋ fúiṫi ḃítear. Níorḃ fearr léiṫi ruḋ ná go slugaḋ an talaṁ í. Ḃí baraṁail aice gur fiafruiġ Tomás ḋí ar labair sí féin an Spáinnis, nó an raiḃ sí ag foġluim na teangan uaisle sin ar sgoil, aċt ní raiḃ sí cinnte ḋe. Ḃí a ceann cromta aici ionnus naċ dtiuḃraiḋe faoi ḋeara ċoṁ corraiġṫe is ḃí sí; ḃí na deóra faoi n-a súiliḃ agus síl sí go go bplaosgaḋ sí ag caoineaḋ gaċ noiméad aċt d'eiriġ léiṫe iad a ċosg.

Tráṫaṁail go leór tugaḋ biaḋ isteaċ ċuig na haoiḋiḃ agus ḃí a ndóṫain ar a n-aire ar feaḋ leaṫ-uaire seaċas a ḃeiṫ ag cur síos an litríḋeaċt na Spáinne ná ar aon níḋ eile.

Nuair ḃí an biaḋ caiṫte ag Peigín d'éaluiġ sí amaċ sa ngairdín.

Ḃí bó tinn ag Tomás Ó Catáin, agus níor féad sé mórán aimsire ċaiṫeaḋ leis an gcoṁluadar. D'fág sé slán aca agus d'imṫiġ leis. Ag dul amaċ an geata beag do ċuala sé glór duine 'na ḋiaiḋ.

"Ná bí ag ceapaḋ a Ṁic Uí Ċatáin gur páisde mise," ars an glór, "mar ní heaḋ, agus tá eólas maiṫ agam ar an Spáinnis freisin, agus ċrutóċainn . . ."

Níor ċuala an Catánaċ céard a ċrútóċaḋ sí mar gaḃ sgaṫṁaireaċt an ġirrfeaċ agus d'éalaiġ sí uaiḋ ar ċúl na sgeaċ.

Tar éis teaċt isteaċ ó'n ngáirdín ḋi, ḃí sí ag ceapaḋ go mbeaḋ a raiḃ sa láṫair ag táḃairt sunnḋais ḋi. Nuair nár airiġeadar uaṫa í ar ċor ar biṫ táiniġ múisiam uirṫi agus ó ḃí Tomás imṫiġṫe abaile d'eiriġ sí an-ṁarḃánta innti féin. Má tugaḋ faoi ḋeara sin, ceapaḋ gurab é an t-aistear fada ba siocair leis.

* * * *

'Na ḋiaiḋ seo, i rit a cuid laeṫe saoire, ḃí saoġal ait ag Peigín. Gaċ uile ṁaidin dá n-eiriġeaḋ uirṫi bíoḋ imniḋe uirṫi naċ gcasfaiḋe an Catánaċ léiṫe i gcaiṫeaṁ an lae; bíoḋ sí ag smaoineaḋ ar ar ḋuḃairt sé léiṫe an uaire deire casaḋ ar a ċéile iad, agus bíoḋ sí ag síor-ċumaḋ sgéalta le ráḋ leis nuair casfaiḋe le ċéile arís iad, agus eagla an domain uirṫi naċ mbeaḋ sí i n-ann labairt leis i gceart. D'feicfiḋe ag gabáil na mbóiṫre an tráṫ seo í agus

leaḃar 'na glaic aice. Aċt ní raiḃ san leaḃar aċt leitsgéal. Ag ceapaḋ sgéalta bíoḋ sí de gnáṫ; í féin agus Tomás Ó Caṫáin ba ṁó bíoḋ i gceist sna finnsgéaltaiḃ seo ċeapaḋ an cailín óg. Tráṫ dóiḃ le ċéile ar oileán mara; tráṫ eile gá baiṫeaḋ in abainn ṁóir bíoḋ sí, agus eisean gá tárrṫáil. Ċeapaḋ sí uair go bfeiceaḋ sí ag marcaiḋeaċt ar ċapall breág é ar ṁaċairiḃ leaṫna Ṫír' an Airgid; uair eile, is ag obair faoi ṫalaṁ sna miana ċaḃioḋ sé agus na mílte fear borb fiaḋáin gá gceannsugaḋ aige.

Aċt is annaṁ bíoḋ sí i n-ann labairt leis i gceart i dtosaċ; eisean is mó ġníṫeaḋ an blaḋar cainnte agus an magaḋ agus an greann. Dá mbeaḋ eólas aige ar an ngalar bí ag gabail di, b'féidir go mbeaḋ sé ar a aire. Aċt ní raiḃ an t-eolas aige; ċéap sé naċ raiḃ innti aċt páisde, páisde, páisde andeas an-spéiseaṁail.



Timċeall 's seaċtṁain tar éis teaċt abaile di ó'n sgoil, ṫug sí féin agus a haint cuairt ar an mbaile mór. Bí sí ag fanaċt leis an aint i seómra san teaċ-ósta, agus ó bí peanna agus páipéar sgríobṫa ar an mbórd ṫosaig sí ag cumaḋ leitre. Dubairt sí a lán sa leitir naċ n-abróċaḋ sí dá mbeaḋ aon ċeapaḋ aice í ċur ċun bealaig. Aċt nuair bí a leaṫ sgríobṫa aice, ṫaitnig an ċainnt go maiṫ léiṫi, agus ṡil sí a hait-sgríobaḋ, agus aṫrugaḋ déanaṁ ar an sgríbneóireaċt ionnus naċ n-aiṫneóċaḋ Tomás Ó Caṫáin é. Bí bláṫa beaga 'na brollaċ aice, agus nuair naċ raiḃ aon duine ag faire uirṫi ċeangail sí le dlaoi dá cuid gruaige iad, agus ṡáḋ isteaċ san gclúdaċ iad.

Ṫáinig aiṫṁéala uirṫi nuair bí an litir sa bposta aici. Dá n-aiṫneóċaḋ sé an sgríbneóireaċt bí sí náir-iġṫe go deó. Bí fonn mór uirṫi é feiceáil ag léiġeaṁ na leitre. Tráṫnóna lá'r na ṁáraċ cá mbeaḋ sí aċt i bfolaċ ar cúl na sgeaċ atá ar leaṫ-ṫaoḃ an bóṫair i n-aice le teaċ an pósta. Ṫosaig an ċroiḋe ag preabaḋ 'na cléiḃ nuair ċonnaic sí Tomás Ó Caṫáin ag déanaṁ soir an bóṫar agus a ċuid leitre agus a ċuid páipéar 'na glaic aige. Bí sé ainsmaointeaċ. Ní raiḃ sé aon aċar ó'n áit a raiḃ an girrseaċ i bfolaċ. Bí sé ċoṁ ċoṁgarach sin do'n ġeárrċaile agus gur féad

sise a litir féin tabairt faoi deara na ġlaic. D'aiṫniġ sí an clúdaċ gorm ḃí uirṫi agus ċeap sí ḋul amaċ ar an mbótar agus an litir iarraiḋ air.

Aċt ní ḋearna. Ċonnaic sí é ġá léiġeaḋ, agus ċonnaic sí an meangaḋ gáiriḋ tagaḋ ar a béal nuair léiġeaḋ sé cuiḋ ba ḋiṫċéillíḋe ná an ċuiḋ eile.

Nuair ḃí sé imṫiġṫe tart fuair sí na bláṫa beaga ar an mbótar 'na ḋiaiḋ. Ḃí an t-áḋ uirṫi nár ṫug sé faoi deara ar ċor ar biṫ iad!

* * * *

Gortuiġeaḋ láṁ an Ċaṫánaiġ, ionnós naċ raiḃ sé i n-ann aon ċeo a sgríoḃaḋ, agus ó ḃí cúpla leitir le freagairt aige ṫug sé cuairt ar teaċ a ḃanċoṁarsan go sgríoḃfaiḋe ḋó iaḋ.

Ní raiḃ sa mbaile roiṁe aċt Peigín agus ḃí áṫas uirṫi go ḃféadfaḋ sí cabruġaḋ leis ar ḃealaċ éigin. Rug Peigín ar peann agus ṫosaiġ uirṫi ag sgríoḃaḋ ar a díċeall. 'Na suiḋe ag bórḋ sa párlús ḃíodar, duine ar 'aċ aontaoḃ de'n ḃórḋ. Ṫógaḋ seisean na súile ó am go ham go ḃfeiceaḋ sé an raiḃ ar ḋeaċtaiġ sé sgríoḃṫa ag a ċléireaċ óg; ḃíoḋ a ceann fúiṫi ag Peigín agus í ag breacaḋ an ṗaipéir go breág cliste tapaiḋ; agus ní ḃíoḋ le clos ag ceaċtar aca aċt gíosgán an ḋroċ-ṗinn agus anál trom na girrsiġe. Leitreaċa fada ḃí le sgríoḃaḋ aige, agus nuair ḋearcaḋ seisean uirṫi ḃíoḋ a fios aice go maiṫ go mbíoḋ a dá súil sáiṫṫe innti gan a ceann féin a ṫógáil. Ċuireaḋ an féaċaint sin as ḋi go mór, agus ṁill sí aon ḃilleóg aṁáin de'n ṗaipéar.

Rug seisean ar an mbilleóig a milleaḋ agus ṫosaiġ ġá léiġeaḋ.

“Is deas uait sgríoḃaḋ,” ar seisean, “táir an-ċliste leis an bpeann—aċt cé ḃfacas an sgríḃneóireaċt sin ceana?”

Ḃí eagla uirṫi go n-aiṫneóċaḋ sé an sgríḃneóireaċt. Naċ uirṫi ḃí an tubuiste gur seoil sí an litir sin ċuige! Ḃí fúiṫi a ráḋ leis nárḃ í sgríoḃ an litir ċor ar biṫ,

aċt cé'n ċaoi a mbeaḋ fios aici go raiḃ a leiṫéid do litir ann marab í féin sgrioḃ í!

Ḃí an cailín boċt cráiḋte!

“Ḃfuil an méid sin sgrioḃṫa agat?” ar seisean, ar feiceáil dó go raiḃ a peann 'na ċóṁnaiḋe.

“Tá,” ar sise go lag-ġlórach, agus fios aici go raiḃ sé gá sgrúdúġaḋ go cruinn.

Ṫosaiġ sé ar an deaċtúġaḋ arís, aċt stad sé gan mórán moille. Nuair a ṫóg an girrseaċ a ceann connaic sí an féaċaint tuisgionaċ ḃí 'na súiliḃ, agus ḃí sí cinnte na hintinn féin go raiḃ eolas aige ar a rún, go raiḃ eólas aige air le fada an lá. Aċt ní raiḃ. Ní raiḃ fios aige tada faoi go bfaca sé a cuid sgríḃneóreaċta, go bfaca sé an cosaṁlaċt ḃí idir í agus an litir gan ainm a seólaḋ ċuige.

Annsin seaḋ ṫosaiġ sé ag maċtnaṁ ar a lán dá bfaca sé ó ṫáinig Peigín abaile ó'n sgoil. Ċuir sé é seo agus é siúd le ċéile, agus ní iongnaḋ mór é go raiḃ an sult le tabairt faoi deara na súiliḃ. Má ḃí an sult ionnta ḃí an imniḋe ionta freisin. Níor ṡíl sé go raiḃ innti aċt geárrċaile; páiste álainn aoiḃinn b'eaḋ í de réir a tuairime; ċuir sé spéis mór 'na bealaiġiḃ agus 'na gotaiḃ aisteaċa i gcóṁnaiḋe, aċt anois ó d'aiṫniġ sé an galar ḃí ag gabáil di níor ṁór dó beiṫ ar a aire i leigeas dá bféadfaḋ sé.

Ċonnaic Peigín ċóṁ smaointeaċ is ḃí sé agus tuig sí cé'n fáṫ ḃí leis.

Ċaiṫ sí an peann uaiṫi ar an mbórd go ní-foiġiḋeaċ.

“Críoċnaiġ do ċuid leitreaċa tú féin,” ar sise, agus siúd amaċ an doras í agus na deóra faoi na súiliḃ

* * * * *

Níorḃ fada gur tugaḋ faoi deara go raiḃ aṫrúġaḋ mór tagṫa ar ṁeóin Peigín. Áit ar leiṫ a mbíoḋ an Caṫánaċ ní bíoḋ sise le feiceáil ann dá bféadfaḋ sí. Tugaḋ faoi deara freisin ċóṁ ciallṁar is ḃí sí ag éirġe. Ní mórán cainnte cluinfiḋe uaiṫi aċt b'fiú éisteaċt leis an méid sin. Dá mbualaḋ an Caṫánaċ isteaċ ar ċuairt ċuca, agus gan sa mbaile aċt í féin ní bíoḋ sí i bfad gan leiṫsgéal imteaċt. Ḃíoḋ uirṫi dul i ndiaiḋ na gcearc nó na ngéaḋna. Ḃíoḋ uirṫi dul annseo nó annsiúd, agus dá n-abraḋ Tomás nárḃ fearr leis rud a ḋéanaḋ sé ná cabrúġaḋ léiṫe, ċuireaḋ sí i

ḋtuigsint dó go muinte go mb'ḟearr léiṫe ḃeiṫ 'na haonar.

Sí ḃíoḋ go mórḋálaċ gur féad sí ċur i gcéill do Ṫomás naċ raiḃ aon áird ná aon tóir aice air. Sí ḃíoḋ go práinneaċ airde féin go raiḃ sí i n-ann dallaḋ mullóg a ċur air. Ba ġile léiṫe é ná aon uair ariaṁ, aċt ní ceapfaiḋe sin uirṫi agus cuaiḋ sé rigte léiṫi go minic gan innseaċt dó cé mar ḃí an sgéal aici. Aċt níor innis. Ní innseoċaḋ sí dó é ar a bfaca sí ariaṁ.

Táinig iongnaḋ ar an gCatánaċ. D' factas dó go raiḃ sé ag dul amuḋa go mór 's a ċeapaḋ gur aiṫnig sé an galar i dtosaċ. Ḃí baraṁail aige anois naċ raiḃ a leiṫéid ann ariaṁ. Dá mbeaḋ an truim mór sin aici ann naċ cinnte naċ ag iarraiḋ éaloġaḋ uaiḋ beaḋ sí?

Ḃí imniḋe agus aiṫméala air nuair a cuireaḋ i gcéill dó cé'n tóir ḃí aici air: cailín díograsaċ mar í ba ṁór an contaḃairt ḋí é. Nár ṁór an beannaċt ó Ḋia gur leigeasaḋ í? Ba ṁór an sásaṁ aigne dó féin é ar ċaoi ar biṫ. Ní ḋéanaḋ sé aon ḋoċar dá mbeaḋ sé lágaċ muinntearḋa léiṫe mar ḃíoḋ tráṫ. . . .

Ḃualaḋ sé isteaċ go minic nuair naċ mbíoḋ sa mbaile aċt Peigín féin agus ḃídís ag cainnt agus ag comráḋ le ċéile go lágaċ. I dtosaċ ṡíleaḋ an cailín óg ealuġaḋ uaiḋ, aċt ċuireaḋ sí an oiread sin spéise na ċuid cainnte is naċ bféadfaḋ sí imteaċt. Ḃíoḋ cluas uirṫi agus is beag focal dá n-abruiġeaḋ sé naċ mbíoḋ de ġlan-ṁeaḃair aici. D'innsiġeaḋ sé ḋí faoi 'n saoġal ċaiṫ sé féin tar lear—agus naċ sa tsaoġal sin ċuir sí an truim? D'innsiġeaḋ sé faoi na hiongantais ċonnaic sé, faoi na daoine aisteaċa éagsaṁla ḃuail na treó i dtiortaiḃ iasaċta, faoi 'n obair ḃíoḋ le déanaṁ aige, faoi na leaḃraiḃ léiġ sé go dtí go mbíoḋ croiḋe an ċailín go geal agus go h-éadtrom. Ní raiḃ an tuigsint ná an ġéarċúis ná an éirim ċéadna i n-aon ċainnt eile dár ċuala sí ariaṁ; ar ndóiġ ní labraḋ sé léiṫe ar an gcuma sin maraċ go raiḃ spéis mór aige innti? Ní mar sin labraḋ sé le páisde. Tagaḋ aiteas ar ċroiḋe an ċailín go raiḃ an fear sin dá dtug sí gean ag eirġe ċoṁ mór sin léiṫi. . . .

Aċt tuiteaḋ an croiḋe arís uirri nuair tigeaḋ an aint isteaċ agus nuair a tosuiġeaḋ Tomás ag caint léite agus gan aon áird aca uirti féin. Ní raiḃ aon rud sa saoġal is mó goilleaḋ uirti ná an neaṁsuim sin. Ḃeaḋ éad uirti leis an aint, dá mbéaḋ an aint beagán beag níos óige aċt níor ṡíl sí go bḟéadfaḋ aon fear ḃeiṫ an-ċeanaṁail ar an aint agus an aois ḃí aice. Fear lágaċ múinte atá i dTomás, agus ní féadfaḋ gan labairt léite go cartannaċ—'na teaċ féin freisin, ċeapaḋ sí. Dá n-imtiġeaḋ sí b'aṁlaiḋ do b'feárr le Tomás é.

“Agus tá sí ag tarraingt ar dá sgór” deireaḋ sí léiti féin agus féaċ ċoṁ caitte is tá sí; féaċ na ruic atá na héadan agus tá sí ag eirġe liaṫ freisin!”

Aċt níor ḃ'ḟíor do'n ġirrsiġ an méid sin. Ní raiḃ an aint tar ceiṫre bliadna déag agus fiċe agus má ḃí na ruic na héadan agus má ḃí sí ag eirġe liaṫ féin tar éis a bfaca sí de'n tsaoġal agus tar éis ar fulaing sí sul ar fágaḋ a feilm ḃreáġ aici, b'áilne le Tomás Ó Caṫáin í ná aon ḃean dár casaḋ leis ariaṁ.

Níor tuig Peigín an méid sin aṁtaċ. Ba ḋóiġ léiti gur taitniġ sí féin níos mó leis ná aon ḃean eile san áit: maraċ gur taitniġ is cinnte naċ gcaiṫfeaḋ sé an oireaḋ sin aimsire 'na cuideaċtain! Aċt faraoir nár tuig sí an sgéal i gceart.

“Is aoiḃinn ḃeiṫ ag féaċaint ar luiḃ ag aiḃeaċan faoi ġréin an tsaṁraiḋ,” 'deireaḋ Tomás leis féin, “aċt is aoiḃne ná sin ḃeiṫ ag féaċaint ar ċroiḋe agus ar anam girrsiġe ag dul i neart agus i mbriġ i n-agaiḋ an lae.”

Agus lean sé de mar ba ḋóiġ leis nárḃ aon doċar do'n ġirrsiġ é.

Ní raiḃ innti aċt girrseaċ aċt an oireaḋ an tráṫ seo. Lá ḋí ag dul aḃaile tar éis ḃeiṫ ag congḃáil cainnte le Tomás ar feaḋ leaṫ-uaire ag an gcrosḃóṫar, casaḋ sgata páisdí léite san tsliġe. Ḃí spóirt an doṁain aca agus iad ag leigeann orta féin go mba ba iad. D'fan Peigín sgataṁ ag féaċaint ar an gclear-aiḋeaċt ḃí ar siuḃal agus nuair naċ raḃadar gá déanaṁ i gceart tosaiġ sí gá múineaḋ. Le ḃeiṫ 'na ḃun, b'éigin di ar ndóiġ dul ag laṁaċán timċeall

na háite, agus gaċ uile d-ú-ú airde! Ḃí an oiread spéise aici sa gcluiċe is ḃí ag aon páirde aca, aċt bá beag an ṁoill uirti, eirġe 'na seasaṁ nuair tug sí faoi deara go raiḃ Tomás Ó Caṫáin sa láṫair agus é ag cur spéis' san obair.

Bean óg mar í ag súgraḋ le páirdí na sgoile! Agus eisean ann ag féaċaint uirti! Bá ṁór an náire ḃí uirti. Ċeap sí laḃairt leis agus innseaċt dó naċ raiḃ ann aċt cleasaiḋeaċt naċ raiḃ sí aċt ag múineaḋ cluiċe dóiḃ aċt níor fan focal aici.

"Ó na bacaiḋ liomsa," ar seisean agus an greann 'na súiliḃ, "is aoiḃinn liom ḃeiṫ ag dearcaḋ ar páirdiḃ ag déanaṁ suilt."

"Aċt ní páirde mise," arsa Peigín agus ar eagla go mbrisfeaḋ an gol uirti d'imtiġ léiti go mí-ċeadtaċ.

Ní ċeidneoċaḋ sí ar mórán go b'faca seisean í sa rioċt sin í. Cé'n meas d' féadfaḋ fear ḃeiṫ aige uirri agus an ealaḋain sin ar siuḃal aici? Ba ṁór an ḃaileaḃair uirti go ḃfaca seisean í. D' fan sí sa mbaile go diombáċ go raiḃ sé na oiḋċe.

* * * *

An uair seo ḃíoḋ na cearca ag breiṫ amuiġ ar aint Peigín, agus ba ṁór an obair uirti na huiḃeaċa a ḃailiuġaḋ. Ṫéiḋdís tamall maiṫ ó'n teaċ, agus ḃí seanpotar aice agus ḃeireaḋ sí cliaḃ leite ar an potar gá gcuartuġaḋ. Ḃí sí ar a dtóir an lá seo, agus nuair d'imtiġ Peigín uaiḋ, ċonnaic an Catánaċ a h-aint ag gaḃail roiṁ an ḃóṫar ar an potar, seanhata tuiġe ar ċúl a cinn agus an cliaḃ ar slait-treasna an potair aici. Ḃí fios aige go ri-ṁaiṫ cá raiḃ a triall. Ag gearraḋ sgeaċ le sáḃ ḃí sé nuair casaḋ Peigín leis, agus ḃí an sáḃ aige fós. D'imtiġ leis trí na garranntaiḃ agus gota oiḃre air. Anois agus arís d'feiceaḋ sé an seanhata tuiġe mar ḃeaḋ sé ag im-teaċt uaiḋ féin ós cionn na bfál.

Sroiċ sé páirc leis féin faoi deireaḋ. Ḃí fál sgeiċe idir an bpáirc seo agus talaṁ na mná dá dtug sé gean, agus ṫosaiġ sé ag gearraḋ agus ag baint na sgeaċ a ḃí sa bfál.

Ḃí éirleaċ mór déanta aige leis an sáḃ nuair ṫáiniġ bean an tsean-hata cuige ar lorg na n-uḃ. Ċonnaic sí an raic ḃí déanta aige ar an bfál, aċt ní faca sí

an té rinne é i dtosaċ. Nuair ċonnaic sí Tomás agus é ag obair ar a ṁíle díċċeall leis an rád ceap sí gur ar buile ḃí an fear boċt.

“Cé'n mí-ád tá ort,” ar sise “tá an fál millte agat.”

Tóg seisean a ċeann. Níor leig sé air féin go dtí sin go ḃfaca sé ar cor ar biċ í.

“Tusa tá ann a Ḃríġid! Gaḃ i leiṫ annseo agus ċaḃraiġ liom. Obair an-ċruaiḋ í seo,” ar seisean.

“Caḃraiġ leat! ar ar buile atáir?”

“Ní h-eaḋ. Ní ṫeastóċaiḋ fál annseo feasta. Aon feilm aṁáin ḃéas againn. . . .

* * * *

Cuadar beirt abaile i n-aoinḟeaċt. Ḃí Peigín sa mbaile rompa. Fliuċaḋ an tae agus bíodar triúr gá ól nuair leag Tomás láṁ ar ċeann na girrsiġe agus dubairt—

“Is geárr go mbeiḋ bainḟeis againn ar an mbaile seo, a Ṗeigín.”

Baineaḋ geit as Peigín. Ċeap sí i dtosaċ go mb'é an ċaoi go raiḃ sé gá hiarraiḋ le pósaḋ, agus ḃí olc uirṫi leis naċ ndeárna sé an obair sin agus gan ann aċt iad féin beirt. Táinig luisne 'na gruaḋ agus ṫosaiġ sí ag ceapaḋ ceárd ba ċóra ḋí a ráḋ nuair ċuala sí a haint ag cainnt.

“Seaḋ a Ṗeigín a ċroiḋe,” ar sise, “tá an cleaṁnas déanta againn. Pósfar sinn i gceann míosa.”

Ḃí Peigín boċt i ricṫ a dul i laige sa gcaṫaoir ar ċlos na ḃfocal sin ḋi. Má ḃí tuille cainnte ann ní ise ċuala é. Nuair ḃí an tae ólta aici d'éalaiġ sí amaċ sa ngairdín agus ċaiṫ sí cuiḋ ṁaiṫ de'n oiḋċe ann agus an croiḋe gá snaoiḋ 'na láir istiġ. . . .

* * * *

Tamall 'na ḋiaiḋ sin, glacaḋ Peigín isteaċ i gClocar na Trócaire i Maċaire Rois. Ḃí cunntas fada sna páipéir faoi agus dubraḋ go raiḃ Tomás Ó Caṫáin agus a bean ar na daoine ḃí sa láṫair. Ní raiḃ a fios ag ceaċtar díoḃ cé'n fáṫ ḃí a dul san gClocar, agus táiḋ i n-aimpeas naċ ró-fada fanfas sí ann.

# TRIÚR BAN

## II.—AN ḂEAN AR LEAG DIA LÁṀ UIRTI.

BÁḊ níos gleóiṫe ná 'An Cailín Beag Donn' ní raiḃ le feiceál ar Ċuan na Gaillliṁe, agus ó ḃí sí le díol ag an gceannaiḋe síopa ar leis í, ċeap Pádraic Ó Niaḋ go mba ṁaiṫ an spré ag a inġin an báḋ dá ḃféadaḋ sé í faġáil réasúnta saor. Aċt duḃairt Antoine Ó Máille, an fear óg a ḃí ar tí an óigḃean a pósaḋ, go mba cóir ḋóiḃ triall a ḃaint as an mbáḋ sul a gceannóċaiḋe í, ag féaċaint a raiḃ sí i ngar do ḃeiṫ ċoṁ maiṫ le n-a cáil. Ċeap an seanfear go mba ṁaiṫ an ċoṁairle í agus ċuaiḋ sé féin agus Séamus a ṁac, agus an Máilleaċ amaċ le hoiḋċe a ċaiṫeaṁ ar an ḃfairrge ag iasgaireaċt go ḃfeicfiḋís ce'n ṁaiṫ ḃí leis an mbáḋ.

Ċuaiḋ Cáit, an inġean ḃí le pósaḋ, go dtí an ċéiḋ le n-a muintir go ḃfeicfeaḋ sí ag imṫeaċt iad, agus d'fan sí tamall maiṫ ar an tulċán ag féaċaint ar an gcaḃlaċ bád iasgaireaċta ag dul siar an cuan faoi ċóir gaoiṫe. Ar filleaḋ a ḃaile ḋí ḃí sé na ard-ṫraṫnóna agus ḃí béile na hoiḋċe ullaṁ ag a máṫair. Ḃí an bórd faoi réir aici agus cisde gá fuaraḋ ar lic na fuinneóige, agus ceól taitneaṁaċ dá ḋéanaṁ ag an tulán. Suiḋ an ḃeirt ban ag an mbórd agus d'féaċaidís amaċ tríd an ḃfuinneóig ó am go ham ar na bádaiḃ ḃí an-ċosaṁail le dream ban riaġalta ḃeaḋ ag glacaḋ an aeir dóiḃ féin ar ṁacaire a gclocair.

Ḃí sé ag éirġe an-ċiúin. Na héanlaiṫ ḃí go céolṁar agus go bríoġṁar uair roiṁe sin ḃíodar ag éirġe an-ṁarḃánta. Sílteá go mb'é an ċaoi go raiḃ pluaisgte an aeir ag éirġe tuirseaċ de'n ċantaireaċt agus naċ

The Woman on whom God laid his hand

gcleaċtóċaiḋís arís coiḋċe é. Ḃí coḋlaḋ ag teaċt ar éanlait agus ar ḃeitiġiḃ, aċt d'ḟan an ḃean óg ag an ḃfuinneóig go raiḃ na báid ag dul ó léargus uirti san doirċeaċt, go raiḃ réaltóg ḃreáġ a raiḃ loinnir droċ-ġealaiġe innti le feiceáil san spéir tiar.

Leig an tseanḃean ḃí ag an teine osna aisti.

"Céard tá ort a ṁáṫair?" arsa Cáit, ag éirġe agus ag dul ċuici.

"Béad an-uaigneaċ gan tú, a ċuid."

"Naċ mbeiḋ m'aṫair agat gan tráċt ar Séamus?"

"Ní fada fanfas Séamus linn. Ní ḃíonn ó na daoine óga atá ann anois aċt imṫeaċt leó."

"Aċt naċ minic ċuir tú féin gáiriḋ orainn a ṁáṫair, ag innseaċt dúinn cé mar d'éaluiġ tú le m' aṫair i n-aiṁḋeoin do ṁuinntire," arsa Cáit, le croiḋe ċur 'na máṫair.

"Agus féaċ an saoġal ḃí agam ó ṡoin!"

Níor ṁinic dá máṫair gearán a ḋéanaṁ agus ċuir sé ar do'n óiġṁnaoi gur ar rudaiḃ de'n tsórt sin ḃí sí ag smaoineaḋ. Ḃí fios aici go maiṫ gur ċuir muinntear a máṫar ċoṁ mór sin i n-agaiḋ a pósta is nár laḃradar léiṫi ó ṡoin. Ḃí tabairt suas agus foġluim ar a máṫair aċt ġlac sí leis an saoġal d'éiriġ le n-a fear ṫabairt di.

"Aċt ní ag éaluġaḋ uait atáimse," arsa Cáit, "feicfiḋ tú go minic mé. Ar ndóiġ ní ḃeiḋ mé tar fiċe míle uait."

"Tá fios agam sin, a stóir," arsa an ṁáṫair, "aċt le sgataṁ bím ag ceapaḋ gur lean an ṁallaċt ċuir m' aṫair orm mé. Féaċ mar d' imṫiġeadar uile go léir uaim—agus tú-féin anois. Feictear dom go mb'é an fáṫ gur imṫiġeadar uaim go mbím roinnt ḃeag aisteaċ ionam féin sgaiṫte . . . naċ ndeirtear 'go dtí an seaċtṁaḋ glún!"

Rug Cáit ar láiṁ ar a máṫair agus ḃí gá cuimilt go ceanaṁail. Ḃí fios aici go maiṫ céard ḃí i gceist ag an tseanṁnaoi. Ḃí fios aici gur ḃeag glún de ṁuinntir a máṫar naċ raiḃ duine éigin air ḃí 'roinnt ḃeag aisteaċ,' agus go raiḃ cuid díoḃ ḃí ċoṁ haisteaċ is go mb' éigin iad a ċur faoi ġlas. Aċt ní raiḃ a fios sin ag muinntir na háite; b'as conndae eile an ṁáṫair agus má ḃí corr-ḋuine ann ċuala an sgéal ní raiḃ á ċruṫuġaḋ ag aon neaċ.

"Ní ceart duit é sin a rád," arsa Cáit go himníḋeaċ.

"Aċt tá an fírinne ann, a Ċáit," ars an tseanḃean.

Tuit an oiḋċe. Las Cáit an lampa. Ċuir sí dallóg ar an ḃfuinneóig. Táinic triúr isteaċ ar ċuairt, triúr naċ ḃfeictear aċt go h-anaṁ le ċéile. An Imníḋe, an tUaṁan agus an Dóċas b'ainmneaċa dóiḃ. Ba léir do'n tseanṁnaoi ḃí ag an teiniḋ iad, agus ċuireaḋ sí iongnaḋ ar a hinġin nuair ċuireaḋ sí féin focal beag isteaċ na gcuid cainte. Ba ḋóiġ le Cáit go raiḃ a máṫair ag éirġe níos aistiġe ó ló go ló.

"Tá an ġaoiṫ ag éirġe; tá sé an contaḃairteaċt ar an ḃfairrge anoċt," deireaḋ an tseanḃean agus í ag déanaṁ aiṫris ar ġlór Imníḋe.

Bain an inġin an dallóg de'n ḟuinneoig. Ḃí gealaċ sa spéir agus an ḟairrge an-ċiúin. Ní ċeapta go mbáitfiḋe aon duine innti arís coiḋċe.

"Féaċ amaċ, a ṁáṫair. Níl smeaṫaṁ ann. Codlaḋ atá ag teaċt ort."

Ní raiḃ súil leis an mbád go héirġe an lae.

"Fanfaiḋ mise anseo go maidin," ars an tseanḃean, agus í go smaointeaċ, "naċ mór an lear daoine báiteaḋ ar an mbaile seo le mo ċoṁnaiḋe ann? Báiteaḋ Pádraic Ṗait agus a ṁuinntear anuraiḋ oiḋċe spéirġealaiġe mar í seo freisin; agus báiteaḋ Micilín Peig Ḃig agus a ḋeirḃṡiúir aṫrú anuraiḋ, agus . . . an aṫrú anuraiḋ nó trí bliaḋna ó soin báiteaḋ muinntear an Oileáin?"

Ḃí an ṁáṫair ag cur di ag an teiniḋ aċt níor ċuir a cuid cainnte aon imníḋe ar Ċáit. Beirt báḋóirí dob' feárr ná a haṫair agus an Máilleaċ ní raiḃ le fáġail sa gcuan.

"Gaḃ i leiṫ anseo ċugam," ars an tseanḃean go tobann.

Ċuaiḋ. Rug an tseanḃean ar dá láiṁ uirti agus d'féaċ isteaċ 'na súiliḃ.

"A Ċáit, innis an fírinne dom," ar sise, "má tá duine nó beirt de ċomluċt an ḃáid le báiteaḋ anoċt, cé aca ab' feárr leatsa go sábálfaiḋe?"

"Ar son Dé, a ṁáṫair, agus ná bí ag cainnt mar sin liom," arsa Cáit go cráiḋte agus scaoil sí an greim doċt ḃí ag a máṫair uirti agus do suiḋ an beirt aca, duine ar gaċ aon taoḃ de'n teiniḋ. Tuit néal codalta

ar an tsean-ṁnaoi agus ṫuit néal ar Ċáit. Ḃí sé na ṁaidneaċán nuair dúisiġeaḋ an beirt aca go tobann. Ḃualaḋ rud trom éigin i n-aġaiḋ an dorais dúnta. D'ḟéaċ an beirt ḃan ar a ċéile.

“Osgail an doras,” arsan tseanbean go ciúin, “go bfeicimid cé aca táinig slán.”

Aċt b'éigin di féin é ḋéanaṁ ḃí an oiread sin uaṫḃáis ar Ċáit, agus cé tuiteaḋ isteaċ 'na ċnap ar an urlár ċuca aċt an Máilleaċ, é fluiċ báiḋte agus sgeóin 'na dá súil. . . .

Aċt d'éirig leis a sgéal innseaċt do na mnáiḃ. Ar Ċarraig an Iolair báiteaḋ an bád. D'éirig leis féin an seanfear tabairt i dtír aċt ḃí an dé imtiġte as. Ḃí maide ráṁa ag an sguraċ aċt ní raiḃ fios céard d'éirig dó.

“Teiḋimis amaċ ar lorg na gcorp,” ars an tsean-ḃean agus ċuaiḋ. . . .

* * * *

Níor frít corp an ṁic ariaṁ. Cuartuiġeaḋ an cladaċ ó Ċeann Léime isteaċ go Gaillim aċt níor facṫas i n-aon áit é. Ḃí torraṁ aca ar an aṫair aċt níor goil a ḃean deór.

Sgaitti d'feicti i gcúinne éigin í agus bean comarsan ag labairt léite agus dá mbeaḋ cluas ort ċluinteá a cainnt.

“Cuid de'n tseanṁallaċt an báiteaḋ seo,” deireaḋ sí, “cé'n ċ oi 'ḃféadfainn gol a ḋéanaṁ? Naċ bfuil mo ċroiḋe ró-lán! Ḃí fios agam i gcoṁnaiḋe go mbáitfiḋe lá éigin é.”

Téiḋeaḋ sí go seómra an ċuirp agus trát mbíoḋ an seómra fúiti féin bíoḋ sí ag cainnt le i-a fear.

“Is minic gniċċeá gáiriḋ faoi 'n mallaċt, a Ṗádraic,” deireaḋ sí leis an gcorp, “aċt má tá siḋ le ċéile anois abair le m' aṫair an ṁallaċt a sgaoileaḋ ḋíom. Naċ n-abróċaiḋ anois, a Ṗádraic? Ḃíos ceanaṁail ort ariaṁ, ón gcéad lá leagas súil ort—ar do ċeann dóiġeaṁail agus ar t'aġaiḋ soineanta. . . .”

Cuireaḋ sí cosg léiti féin nuair a tagaḋ comarsa isteaċ san seómra agus nuair tosuiġeaḋ an comarsa ag déanaṁ truaiġe léiti ní abraḋ sí aċt—

“Eist do ḃéal anois. Cuid de ṁallaċt m'aṫar an báiteaḋ seo. Ḃí sé i ndán dúinn ó ṫús. Tá Cáit ag

imṫeaċt freisin. Ní fada go mbeaḋ ċom haonraic is ḃí i dtosaċ."

B'éigin í ċur a ċodlaḋ roiṁ lá. . . .

Tar éis a fear ḃeiṫ curṫa d'éiriġ sí níos aistiġe ná ariaṁ. D'éiriġeaḋ sí i ngan ḟios do Ċáit san oiḋċe agus d'éaluiġeaḋ amaċ agus ḃíoḋ sí ag imṫeaċt ar fud na gclaḋaċ ar tóir a mic. D'ḟeicṫí go minic í ḋe siuḃal oiḋċe ar an gclaḋaċ, a gruaig le gaoiṫ agus gan uirṫi aċt culaiṫ oiḋċe agus í ag gluaiseaċt léiṫi na haonar ag cuarduġaḋ gaċ puill dá raiḃ ann agus ag bualaḋ a cos i n-agaiḋ na gcloċ ngéar. Baoṫċainnt is mó cluintí uaiṫi aċt ar uairiḃ ḃíoḋ rannta gá gcanaḋ aici. Ḃíoḋ ceann aici nár cluineaḋ aċt uaiṫi féin.

Deireaḋ sí—

" Ḃím ag siuḃal ḋe oiḋċe
Faoi ḟearṫainn 'gus faoi ġaoiṫe
Ag cuarduġaḋ mo ṁic 's mo stóir.
Cá ḃfuil tú uaim, a Ṡéamuis?"

Annsin ṫeagaḋ smaoineaḋ eile ċuici agus deireaḋ sí—

" Aċt nuair ḃí an leanḃ Íosa
'Na luiġe ag bun na Croise,
Ḃí tusa ann, a Ṁuire
Agus Eisean ar do ġlúin."

Agus deireaḋ sí go mba ṁó go mór a buairt agus a doiliġeas féin ná doiliġeas Ṁuire, mar nár tugaḋ corp a mic siúd ar ais di tar éis an Ċéasta.

"Cá ḃfuil tú uaim, a Ṡéamuis? Cé'n fáṫ naċ ḃfuilir ar mo ġlúin?" deireaḋ sí.

Daoine ċluineaḋ í agus an ċainnt sin ar siuḃal aici, ṡílidís í ṁeallaḋ abaile. Uaireannta d'éiriġeaḋ leó. Uaireannta eile ní éiriġeaḋ, agus ḃíoḋ ar Ċáit ḋul amaċ ar a tóir.

Ċleaċtaiġ sí an tóraġeaċt agus an siuḃal oiḋċe go raiḃ ar Ċáit ċodlaḋ ḋéanaṁ i n-aon leabaiḋ léiṫi. Mar sin féin, is minic ḋúisiġeaḋ sí san oiḋċe agus ḃíoḋ an ṁáṫair imṫiġṫe uaiṫi agus ḃíoḋ uirṫi ḋul amaċ gá cuarduġaḋ

* * * *

Agus is ag dul i ndonaċt ḃí sí i n-agaiḋ an lae.

D'imṫiġ an ċuiṁne uaiṫi. Rud ar biṫ tárla ó pós sí deiċ mbliaḋna fiċid roiṁe sin, ní raiḃ aon ċuiṁne aici air de ġnáṫ. Dá labarṫaiḋe léiṫi ar a fear déarfaḋ sí leat naċ raiḃ aon fear aici aċt naċ fada go mbeaḋ i n-aiṁḋeóin a muinntire. Dá n-abruiġṫí tada léiṫi faoi'n muirġin, 'déarfaḋ sí leat naċ raiḃ aon ṁuirġin uirṫi cé'n ċaoi a mbeaḋ nuair nár pós sí go fóill? Aċt d'féadfaḋ sí innseaċt duit go cruinn faoi gaċ ar tárla di le linn a hóige. Ḃíoḋ sí ag cur síos air le Cáit agus ag ceapaḋ go mb'í a deirḃfiúr í—an deirḃfiúr óg dob' ansa léiṫi fadó—agus ḃíoḋ ar Ċáit boċt éisteaċt léiṫi agus cainnt a ċoinneál léiṫi go mbíoḋ sí i ḃfad san oiḋċe agus an croiḋe ġá ḃriseaḋ 'na lár. . . .

Ar a h-aṫair is minice ḃíoḋ sí ag cur síos. D'innsiġeaḋ sí dá "deirḃfiúir" céard deireaḋ sé léiṫi faoi'n ḃfear dá dtug sí searc; d'innsiġeaḋ sí di cé mar casaḋ le céile ar an aonaċ iad, agus an maslaḋ tug sé do'n fear óg agus an buille fuair sé uaiḋ.

"Agus naċ raiḃ iomlán an ċirt aige," deireaḋ sí leis an 'deirḃfiúr,' nár tug sé 'bacaċ lobṫa' air? Aċt tiocfaiḋ sé dom' iarraiḋ fós agus ealóċadsa leis i n-aiṁḋeóin a ḃfuil ann aca, agus cuideóċaiḋ tusa liom, a Ṁaiġréad, naċ gcuideoċaiḋ anois?"

Ní féadfá gan truaiġ ḃeiṫ agat do Ċáit agus í ag éisteaċt le n-a máṫair ag cur síos go ḃrioġṁar agus go fileaḋta ar a haṫair a ḃáiteaḋ, agus an tseanḃean a ceapaḋ go raiḃ sí óg fós agus go raiḃ sí ar tí é pósaḋ!

Aċt ní ḃuaileaḋ an droċ-ṫaom í go han-ṁinic. Cúpla uair san ráiṫe, b'éidir.

Nuair ṫeagaḋ an droċ-ṫaom uirṫi agus gan Cáit ḃeiṫ 'na haice, cuireaḋ sí uirṫi an seanġúna pósta ḃí i dtaisge san gcoṁrain agus gléasaḋ sí í féin i ḃfaisiún na mban ḃí óg deiċ mbliaḋna ar fiċid roiṁe sin.

Dá gceastaoi duine léiṫi deireaḋ sí leis gur éiriġ léiṫi éalúġaḋ ó n-a haṫair, go raiḃ sí gléasta feistiġṫe i gcoṁair an fir dá dtug sí gean agus grá, agus go mbéidís le céile roiṁ éirġe na gréine.

Ḃ'aisteaċ agus ba ṫruaiġṁéalaċ an feic í an tsean-ḃean sin ar leag Dia lám uirṫi, agus í ag imṫeaċt ar fud na mbóiṫre agus a cuid ribíní geala agus lásaí áilne ag imṫeaċt leis an ngaoiṫ; aċt ba ṫruaiġṁéalaiġe go mór an ḃean óg feiceáil ar a lorg agus í ag cur a tuairisge go himníḋeaċ.

Aċt ní raiḃ aon urċóid san tseanṁnaoi sin ar ar leag Dia lám. Ḃí sí lagaċ le gaċ n-aon.

Ḃí truaiġ ag na Coṁarsanaiḃ do'n ḃeirt. Ḃí an tseanbean 'roinnt aisteaċ' innti féin ċuile lá ariaṁ ó táinig sí san áit. Níor ceapaḋ go raiḃ a meaḃair agus a héirim aigne caillte aici go deó, níor ceapaḋ go raiḃ an t-éagcruas céadna buail a lán dá muinntir ag gaḃáil di. Ní féadfaḋ muinntear na háite é ċeapaḋ agus a lagaḋ eólais ḃí aca ar an muinntir dar díoḃ í, agus má ḃí sí níos aistiġe ná ariaṁ, nár ḃeag an t-iongnaḋ é agus ar fulaing sí, an créatúr?

Aċt d'aiṫnig Cáit an galar agus do ċeil sí a heólas ar an saoġal.

Níor innis sí do'n Ṁáilleaċ féin é agus is gearr go raiḃ aiṫṁéala uirṫi nár innis. I dtosaċ ní raiḃ aon fonn uirṫi é ċeilt air aċt lá dá raḃadar ag cainnt d'fiafruiġ sé ḋí ar ċeap sí gurab é an galar sin ḃí ag gaḃail do'n ṁáṫair agus duḃairt sise nár ċeap. Níor ċeap an uair sin aċt oiread. Aċt nuair d'aiṫnig sí an galar níor laḃair sí mar ḃéaḋ uirṫi an sgéal iomlán noċtaḋ ḋó. Ḃeaḋ uirṫi faisnéis taḃairt ar a muinntir uile, ar an mḃeirt deárḃraṫáir le n-a máṫair ḃí i dteaċ na ngealt agus ar an deirḃṡiúir nár fág an teaċ le fiċe bliaḋain gan coṁluadar. Is minic rinne sí féin cainnt le n-a máṫair faoi'n sgeirt agus is minice ná sin rinne sí maċtnaṁ air agus síl sí go mbeaḋ an t-eólas céadna ag an ḃfear óg ar an ngalar is ḃí aici féin. Céard deireaḋ sé léiṫi annsin? Sé an ċaoi a mḃrisfiḋe an cleaṁnas—agus an gean ḃí aici air! Agus card fios di cé'n t-aṫruġaḋ ṫiocfaḋ sa saoġal? Nuair ḃeidís pósta d'innseóċaḋ sí an sgéal 'na iomlán ḋó aċt níor ṁór ḋí é innseaċt i leaḃaiḋ a ċéile. Ḃeaḋ taitiġe aige ar nósaiḃ na mná sin ar ar leag Dia lám, agus ḃeaḋ truaiġ aige ḋi, agus dá muinntir nuair tuigfeaḋ sé an sgéal.

Ar ċaoi ar biṫ ċeap sí go mb' fearr an t-aḋṁaċtáil ċur ar ċáirde.

Faoi'n am seo duḃairt Cáit léiṫi féin go ndéanfaḋ sé leas mór do'n oċar dá ḃféadfaḋ sí cuairt fada ṫaḃairt ar áit éigin i ḃfad ó'n ḃfairrge. Ar ċarraig ag béal na céiḋe ḃáiteaḋ an bád ar a hatair agus nuair ḃíoḋ an fairrge tráiġte ḃíoḋ an ċarraig seo léi agus d'ḟéadfaḋ a máṫair í feiceáil ó'n teaċ féin: nár ṁór an gar dá mbéaḋ cóṁnaiḋe uirṫi i n-áit éigin i ḃfad ó'n gcarraig ṁallaiġṫe sin?

Tíos i gConndae Ṁuiġeó, amuiġ faoi'n aċréiḋ ḃí an deirḃsiúr ba sine léiṫi pósta agus ċeap an ḃean óg nárḃ' fearr ḋí rud a ḋéanfaḋ sí ná cuairt ṫaḃairt uirṫi. Ní raḃadar ċoṁ muinnteardha le céile is ba ċóir do ḃeirt deirḃsiúr ḃeiṫ, agus nuair ḃuail Cáit isteaċ ċuiċe ṫar éis an aistir fada ní fáilte ṁór fearaḋ roimpi.

Teaċ ósta ḃí ag an deirḃsiúir agus gá fear, agus ó ḃí bealaċ níos fearr leó sa saoġal ná ag an muinntir sa mbaile ċeap sí gur ag éileaṁ caḃraċ orta ṫáinig Cáit, rud ab' éigin ḋí ḋéanaṁ ċeana. Ní ṫiocfaḋ sí ċoṁ fada sin gan cuireaḋ maraċ gurab eaḋ.

Ḃí fear a' tiġe ag freastal ar an siopa agus fágaḋ an ḃeirt deirḃsiúr leó féin; aċt ó ḃí fuinneóg ḃeag idir an seomra 'na raḃadar agus an siopa d'ḟéadfaidís glórta na ḃfear ḃí ag ól a ċlos go soiléir.

"Seaḋ, a Ċáit, cé ċaoi ḃfuil maim?" arsa bean a' tiġe.

"Go dona, a Ṁáire, go han-dona."

Ḃí an ḃean pósta ag cniotál aċt tóġaḋ sí na súile de'n obair ó am go ham agus annsin d'ḟeicteá an ḃáiḋ agus an trainnt ag déanaṁ iomaiḋeaċt 'na dá súil.

"'Ḃfuil sí níos measa?"

"Tá, i ḃfad níos measa."

"A' ndearna sí aon rud aisteaċ le sgaṫaṁ, a Ċáit?"

"Déanam sí rud aisteaċ gaċ uile lá sa mbliaḋain, a Ṁáire."

Níor laḃair ceaċtar aca go ceann tamaill ḃig. Cluineaḋ fear óg bí ar ḃog-meisge ag gaḃáil fuinn san siopa.

"'Ċuile lá dá n-eiriġeann orm ḃíonn eagla an doṁain orm go ndéanfaiḋ sí rud uaṫḃásaċ eicint," arsa Cáit.

"Ní aithnigheann sí mise anois acht corp-uair. Ceapann sí gur mise a deirbhshiúr, gur mise Brighid Ní Dhomhnaill."

"Go sábhálaidh Dia sinn! Agus ní fhaca sí Brighid le dá bhliadhain déag 's fiche, ó pós sí dearbh!"

Cluinead fear a' tighe ag labhairt go borb.

"Agus tá Brighid agus a fear ag eirghe an-mhór linn," arsa bean a' tighe go smaointeach, "bhíodar annseo athrú indé agus d'óladar tae linn go deas muinnteardha, agus dubhairt an Caiptín nár ól sé a leithéid de thae ariamh acht aon uair amháin sna hIndiachaibh. . . ."

"Droch-rath ar Bhrighid agus ar an gCaiptín fheisin," arsa Cáit go mí-fhoighdeach, "ní le cainnt déanamh leat fúthasa tugas an turas seo."

Deirbhshiúr le n-a máthair thí pósta ag caiptín airm san áit bhí i gceist aca. Níor thugadar aint ná oncal ar mhuinntir na máthar ariamh. Daoine móra bhí ionnta, dá mb'fhíor dóibh féin, agus ní bhíodh aon baint aca le n-a clainn. Ní raibh duine aca ar an trócraoid féin.

"Nach tú atá mí-fhoighdeach!" arsa bean a' tighe, "acht an mbíonn sí go dona 'chuile lá?"

"Ní bhíonn. Uaireannta bíonn a ciall agus a meabhair ceart aici, acht is mó an truaigh beith ag féachaint uirthi agus an chiall aici ná aon uair eile."

D'eirigh Cáit 'na seasamh. Tháinig borradh agus fuinneamh 'na glór.

"A Mháire," ar sise, "tá an croidhe gá bhriseadh 'mo lár. Níl fios acht ag Dia mór céard d'fhulaing mé le bliadhain anuas. Bím annsin san gcistinigh léithi, agus ise 'na suidhe ag an bhfuinneóig ag féachaint amach ar an bhfairrge agus doilighear nach bhfaca tusa ariamh na héadan. Bíonn fonn uirthi imtheacht acht nach bhféadann sí. Bíonn na súile greamaighthe aici san áit a bhfuil an charraig mhallaighthe sin ag béal na céibhe. Agus nuair bhíos sé ag trágadh, fanann sí annsin sa gcathaoir ag an bhfuinneóig go mbíonn an charraig leis; nuair feiceann sí an charraig ag eirghe aníos as an bhfairrge de réir mar bhíos sé ag trágadh bíonn sí ag baothchainnt léithe féin go dtí go mbíonn a meabhair agus a cuimhne caillte aici . . . Ba mhór an beannacht ó Dhia é dá bhféadfadh sí imtheacht ó'n áit mhallaighthe sin ar fead i bhfad. . . . Táim cinnte, a Mháire, go mbeadh sí sásta cuairt fada thabhairt orthsa annseo. . . ."

D'éist sí a béal go gcluinfeaḋ sí céard ḃí le ráḋ ag an ḋeirḃṡiúir.

"Seaċt 's sé pingne," arsa fear a' tiġe. "Glac é nó fág é!"

Níor labair bean a' tiġe go ceann i ḃfaḋ. Ḃí an stoca ḃí gá ċniotáil aici ar an mbórd ós a coṁair amaċ agus na spéaclairí leagta le n-a ṫaoḃ. Faoi ḋeireaḋ ṫosaiġ sí ag innseaċt do Ċáit cé'n fáṫ naċ ḃféadfaḋ sí glacaḋ le cúram na máṫar. Ḃí an teaċ cúṁang orṫa ċeana féin; ní raiḃ aon tseompa aca le na haġaiḋ; ḃeaḋ orṫa bean ḟreastail fáġáil ḋi, agus ḃí an t-airgeaḋ an-ġann orṫa agus a raiḃ d'ḟiaċaiḃ amuiġ orṫa; agus an ṁuirgin ṁór ḃí orṫa, agus ag súil le ceann eile go goirid; ċaiṫiḋís Tomás a ċur ar sgoil i n-áit éigin agus nárḃ ṡin trioċaḋ punnt eile sa mbliaḋain orṫa. . . .

Agus mar sin ḋi. Ḃí olc ag teaċt ar Ċáit.

"Agus ar ndóiġ, a Ṁáire, ba ṁór an náire ort a leiṫéid ḃeiṫ sa teaċ agat," arsa Cáit go niṁneaċ, "naċ mbeaḋ fios ag an saoġal. . . ."

D'éiriġ an ḃean eile agus coċal uirṫi.

"Ḃeaḋ fios ag an saoġal annseo é b'féidir," ar sise, "aċt ní ḃeaḋ fios ag an Máilleaċ sin atá le do ṗósaḋ é. Le n-a ċeilt air ċeap tú do ṁáṫair ḃoċt a ḋíḃirt. . . ."

"Ní heaḋ."

"Seaḋ, adeirim: ar faitċíos naċ bpósfaḋ sé tú dá mbeaḋ fios aige cé'n galar uaṫḃásaċ ḃain le n-ár muinntir."

"Ṫug tú t' eiṫeaċ."

"Agus ṫug tusa do ḋearg-eiṫeaċ 's a ráḋ gur ar leas do ṁáṫar tá tú."

Ċuaiḋ na focail troma ċruaḋa ó ḃéal go béal eatorṫa mar sgeana géara niṁneaċa gur lotaḋ an ḃeirt go mór, gur imṫiġ Cáit léiṫi as an teaċ agus fonn díoġaltais 'na croiḋe.

* * * *

D'imṫiġ Cáit léiṫi agus fuaṫ aici do'n ḋeirḃṡiúir. Ar pórt na traenaċ ṫug sí aġaiḋ, aċt ó ḃí an traen ḋeireaḋ imṫiġṫe uirṫi b'éigin ḋi fanaċt ar an mbaile go maidin. I dteaċ ósta i n-aice leis an mbóṫar

iarainn ċaiṫ sí an oiḋċe agus ḃí cuiṁne aici ar an teaċ ósta sin agus ar an oiḋċe ċaiṫ sí ann le n-a beó.

Ní ḋearna sí aon ċodlaḋ aċt í caitte sa leabaiḋ gan snáṫ a bainte ḋi. Ar leas na máṫar tug sí an t-airgead nó ceap sí ar fágáil an baile ḋi gurab eaḋ. Aċt ag déanaṁ na smaointe ḋi, i gcaiteaṁ na hoiḋċe, ḃí aiṁréas uirti go mb'féidir go raiḃ roinnt beag de'n ċeart ag a deirḃsiúr: an gcuiṁneóċaḋ sí ar an máṫair ċur ċun bealaiġ ar ċor ar biṫ marac go raiḃ an Máilleaċ le teaċt ar an mbaile agus tréimse a ċaiteaṁ ann leis an iasg? Naċ mbeaḋ sé isteaċ agus amaċ aca gaċ uair sa ló? Naċ dtiúḃraḋ sé faoi deara gan ró-ṁoill céard ḃí ag gabáil do'n ṁáṫair? Agus nuair ċluinfeaḋ sé uaiti cé'n ḃail ḃí ar ċuid do ṁuinntir a máṫar céard déarfaḋ sé agus an ċaoi ar ċeil sí an sgéal air ó tosaċ? Naċ mbeaḋ fuaṫ agus gráin aige uirti? Agus an ċaoi a n-innseóċaḋ sé féin gaċ níḋ ḋi!

Ceap an ḃean ċráiḋte go mb'iaḋ siúḋ na smaointe ba siocair le n-a turas ó ḃí an croiḋe ċoṁ trom innti. Ba ḋóiġ léiti go gcaiteaḋ droċḃraon ḃeiṫ innti; ní ḋéanfaḋ aon ḃean eile dá raiḃ ar aiṫne aici a leiṫéid de ġníoṁ. An ṁáṫair ḃoċt a rug í a ḋíbirt uaiti mar ġeall ar fear!

Ar teaċt na maiḋne ní raiḃ aon ċuiṁne aici ar an gcarraig ar ar báiteaḋ a gaolta, ná ar an bfairrge ṁóir ar a mbíoḋ an ṁáṫair ag síor-féaċaint agus bireaċ uirti, ná ar an doiliġeas ṁillteaċ bíoḋ i súiliḃ na máṫar sin, ná ar an truaiġ bíoḋ aici féin ná ar an gcion ḃí aca ar a ċéile. An focal trom sin adubraḋ léiti d'fan sé 'na croiḋe. Ḃean níos measa na í níor rugaḋ ariaṁ ceap sí.

Aċt an té gníteas aiṫriġe 'na ḋroċġníoṁ tá maiṫeaṁnas le fagáil aige ó Ḋia agus ó ḋuine. Ḋéanfaḋ sí aiṫriġe. Ní ṗósfaḋ sí coiḋċe. D'fanfaḋ sí sa mbaile ag tabairt aire dá máṫair agus ag freastal uirti go lá a báis. I mbárac nuair d'feicfeaḋ sí an Máilleaċ d'innseóċaḋ sí an sgéal dó 'na iomlán. Ḃeaḋ gráin aige uirti ár nḋóiġ, aċt i gceann roinnt aimsire b'féidir go maiṫfeaḋ sé ḋi gur ṁeall sí é, agus i ndiaiḋ cúpla bliaḋan nó trí naċ n-éireoċaḋ sé muinnteарḋa léiti arís an bealaċ eile. . . ."

Croiḋe luaiḋe ḃí san gcailín óg ḋaṫaṁail ḃí 'na suiḋe léiṫi féin i gcuinne de ċarráiste nuair d'fág an traen an stáisiún, agus ṫuig sí an lá sin cé 'n fáṫ go dtugtar gleann na ndeór ar an saoġal aoiḃinn seo sa bpaidir.

* * * *

Ar sroiċint an ḃaile ḋí ċonnaic sí plód beag daoine taoḃ amuiġ de teaċ Seáin Uí Néill, an giúistís. Ḃí cárr ar an tsráid ann agus síoṫ-ṁaor i ngreim sa gcapall. Ag dul ṫar an teaċ ḋí ṫug sí faoi deara go raiḃ a raiḃ ann ag féaċaint uirṫi go géar agus go raiḃ fonn ar ċuid aca labairt leiṫi aċt go raiḃ cineál leisge orṫa.

Ní deaċa sí i ḃfad gur glaoḋaḋ uirṫi, agus ċuaiḋ sí isteaċ.

Ḃí a máṫair istiġ roimpe, an seanġúna pósta uirṫi aċt é fliuċ salaċ, ribini agus lásai ḃí geal tráṫ ag sileaḋ léiṫi agus í 'na suiḋe ar ċaṫaoir ag gaḃáil aṁráin ġráḋa.

Ḃí an Máilleaċ sa láṫair agus ṁíniġ sé an sgéal do Ċáit. Duḃairt sé 'gur gaḃtas an ṁáṫair ar maidin, gur éalaiġ sí ó'n tseanṁnaoi ḃí ġá faire, agus gur ġortaiġ sí bean coṁarsan ḃí ar tí í ṫaḃairt aḃaile. Ḃíteas le n-a cur isteaċ i dteaċ na ngealt.

Labair Cáit léiṫi aċt níor aiṫniġ sí í. Ag baoṫċainnt ḃí sí agus ag ráḋ go raiḃ sí anḃuiḋeaċ de na daoine uaisle seo—na síoṫṁaoir ḃí i gceist aici—go raiḃ sí anḃuiḋeaċ ḋíoḃ go raḃadar ar tí í ṫaḃairt ċuig an ḃfear dá dtug sí cion.

Aċt d'aiṫniġ sí Cáit nuair ċuaiḋ sí ar an gcárr, nó síl sí gurab í a deirḃsiúr féin í.

"Ḃí iontaoiḃ agam asadsa," ar sí, "aċt síl tú mé ċoinneáil uaiḋ ar nós cáċ. Aċt níor éiriġ leat. Ṫáiniġ na fir uaisle seo le cuidiuġaḋ liom. Ċisean cur ċugam iad. . . ."

A óġánaiġ na súl nglas
Dá dtug do ċroiḋe gean,

na focail deireannaċa ċuala Cáit uaiṫi agus an cárr ag dul soir an bóṫar.

Ċuaiḋ Cáit agus an Máilleaċ siar an bóṫar ċuig an teaċ. Ḃí dá ṁíle go leiṫ de ṡliġe orṫa agus níor laḃraḋ focal ar feaḋ an aċair go raḃadar ag an gcéiḃ beagnaċ. Ḃí sé 'na ṫráṫnóna ḃreáġ aoiḃinn agus na h-éanlaiṫ ag ceileaḃar go meiḋreaċ sna crannaiḃ. Ḃí an caḃlaċ bád iasgaireaċta ag dul siar an cuan faoi lán-tseóil. Má tá doiliġeas agus ḃriseaḋ croiḋe sa saoġal ceaptá tráṫnóna mar é seo naċ é toil Dé é, aċt toil na ndaoine.

Ḃí fonn ar an Máilleaċ focal éigin a ráḋ leis an gcailín dá dtug sé gráḋ aċt céard d'féudfaḋ sé a ráḋ ?

Sa deireaḋ b'éigin dó laḃairt.

“Bíoḋ croiḋe agat, a Ċáit, a ċuid,” ar seisean.

“Beiḋ.”

“Leag Dia láṁ trom uirṫi,” an seisean.

“Aċt is truime go mór an láṁ leag Sé ar an muinn-tir d'ḟág sí 'na diaiḋ'” ar sise, “aċt toil Dé go nglacamaoís leis.”

Tá cloċ i n-aice na céiḃe ar a dtugtar “an ċaṫaoir ṁór,” agus ag dul ṫar an gcloiċ seo dóiḃ, duḃairt sise :

“Suiḋimís annseo go fóill beag, a Antoine,” ar sise.

Do suiḋ. Ḃí seisean i ngreim láiṁe innti agus í ag féaċaint amaċ uaiṫi ar an ḃfairrge go smaointeaċ.

“Is minic a ṡíleas le dá ḃliaḋain,” ar sise, agus ba dóiġ leat uirṫi gur ag cainnt leiṫi féin ḃí sí, “is minic a ċeapas nuair ḃíoḋ an droċ-ṫaom tagṫa uirṫi go mba ṁisde an duine an ṁeaḃair agus an tuigsint, agus go mḃfearrde an duine an éigcéill. Tá croiḋe meiḋreaċ aici anoċt agus tá mo ċroiḋe-se ċoṁ duḃ le gual agus ċoṁ trom le luaiḋe. . . .”

Níor tuig an fear óg i gceart í.

“An ṁeaḃair ṁill an saoġal orainn,” ar sise.

“Aċt éist liom, a Ċáit, a stóir.” ar seisean, “Níor milleaḋ an saoġal orainn-ne. Tá saoġal aoiḃinn i ndán dúinn fós le caḃair Dé i ḃfoċair a ċéile. . . .”

“Níl. Ní pósfaiḋ mé coiḋċe.”

“Ní ṗósfaiḋ tú coiḋe ! Cé'n fáṫ ?”

“Mealltar tú, a Antoine. Níor innsiġeas duit cé'n galar ḃí ag gaḃáil dom' ṁáṫair. . . .”

“Aċt ḃí fios agam féin é. Ní déantar cainnt faoi rud mar sin,” arsa an fear óg agus iongnaḋ air.

“Agus ċeileas ort cé'n ḃail ḃí ar ṁuinntir mo ṁáṫar; níor ḋuḃras leat ariaṁ go raiḃ beirt dear-ḃráṫar léiṫi i dteaċ na ngealt agus deirḃṡiúr léiṫi naċ ḃfuil i ḃfad níos fearr ná iad. . . .”

“Cé mí-áḋ tá ort, a Ċáit,” ar seisean, “naċ raiḃ fios agam é sin le bliaḋantaiḃ?” Ḃí ionġantas ar an gcailín aċt níor ċuir sí aon ċeirt air. Ḃris an gol uirṫi. . .

Ḃí an ġrian ag dul faoi sa ḃfairrge nuair sgaradar le ċéile.

“Ní haon ṁaiṫ ḋuit ḃeiṫ ag cainnt liom, ní ṗósfaiḋ mé coiḋċe,” an focal deire duḃairt sí leis an oiḋċe sin.

* * * *

Agus níor ṗós. Ṫáinig an Mailleaċ ġá hiarraiḋ go minic aċt ní ġéillfeaḋ sí ḋó. Tá sí 'na coṁnaiḋe sa teaċ beag i n-aice na céiḋe fós, agus is minic d'feicteá ag an ḃfuinneóig ḃig í agus í ag féaċaint amaċ ar an ḃfairrge, agus ar an gcarraig mar ar báiṫeaḋ a muinntear, agus súil aici leis an lá a mbéaḋ sí le na máṫair sna Flaiṫis—nó i dteaċ na ngealt.

# Triúr Ban

## III—An Bean a Ciapaḋ.

Tá cúis dliġe suainseám le pléiḋe ós coṁair breiteaṁan agus coisde i gCatair na Gailliṁe an ṁí seo ċugainn. Búrcaċ an Ċnuic Ṁóir agus Aindréis Ó Fionnaċta ón gcatair an beirt atá i n-aċrann 'na ċéile, aċt ós cinnte go mbéiḋ an breit tugṫa sul déar na focla seo faoi ċló ní doċar an sgéal innseaċt go deaċt ó tús deireaḋ.

* * * *

Lá dá raiḃ an Búrcaċ 'na suiḋe ar ċlaiḋe na bfámairí, i gCatair na Gailliṁe, tar éis teaċt abaile ar an Oileán Úr dó, ċonnaic sé ċuige an bótar aniar an ṁaiġdean ṁná dob' éadtruime siubal agus dob' áilne iomċur dar casaḋ leis le n-a ċuiṁneaṁ. Ní raiḃ an óigḃean tar oċt mbliaḋna déag d'aois de réir cosaṁlaċta, aċt ceapṫá nuair d'feicṫeá a lorg i gclabar na sráide gur páisde dá ḃliaḋain déag ċuaiḋ an bealaċ le coiṁ beag is ḃí a troigṫe.

Tug an Búrcaċ taiṫneaṁ do ṁaiġdin na dtroiġ mbeag agus í ag gaḃail tart ag gaḃail fuinn di féin. Ḃí ruainne de ċéir ċogainte 'na ḃéal aige, aċt d'éirig leis an ċéir a ṡacaḋ amaċ tríd an mannt ḃí 'na ḋrad uaċtarac, go ndearna cearcal san aér agus gur tuit sí isteaċ san uisge.

"Cé hí an bean óg sin?" ar sé le sámaire ḃí ar an gclaiḋe.

"Cé aca bean?"

"An bean beag éadtrom-ċosaċ."

"Girrseaċ le Aindréis Ó Fionnaċta, an fear siopa atá 'na ċoṁnaiḋe i n-aice leis an dug."

"Aindréis Ó Fionnaċta?" ars an Búrcaċ faoi ḋó go smaointeaċ. "An fear árd duḃ é?" ar seisean go tobann?"

"Sead."

"Agus tá ball doḃráin faoi n-a ċluais deis. . . ."

"M'anam féin go bfuil agus ball mór freisin."

"Agus tá barr ordóige a láiṁe deise caillte aige."

"Agat atá a ṫuairisg."

Ṫug an Búrcaċ léim de'n ċlaide, rug ar a sgáṫ-fearṫainne agus siúd soir an bóṫar é faoi lán-tseól. Siúd tar an droiċead é agus fuadar mór faoi, agus iaḃ ni deaċa air go raiḃ sé ag an dug.

Oirnéis bád is mó bí ag an bFionnaċtaċ 'na siopa, agus d'fan an t-eaċtranaċ noiméad amuiġ ag féaċaint ar an siopa go gcuiṁneoċaḋ sé céard ab' fearr dó ċeannaċt 'na leiteide d'áit.

Buail sé isteaċ.

"Luaċ sé piġne de ḋubánaiḃ rúnaċ," ar seisean.

Fear a' tiġe féin bí ann roiṁe agus ṫug sé dó iad.

"Nac ait nac n-aitniġeann tú do seanċara? Nac dona an ċuiṁne atá agat?" ars an Búrcaċ.

D'féaċ an fear siopa air go cruinn.

"Ní féidir gur tú Séamus a' Búrca—tá tú an-ċosaṁail leis?"

"Mise an fear céadna."

Bí fáilte ṁór roiṁe ag an bFionnaċtaċ. Níor casaḋ le ċeile iad le seaċt mbliaḋna fiċead, ó bí an beirt aca ag obair le ċéile sna Stáit.

Tugaḋ an strainséar isteaċ go seómra bí ar cúl an tsiopa. Suiḋ an beirt seanċompáidí ag bórd. Líonaḋ dá ġloine, agus tosaiġ an comrád.

Ag seo cuid de:

"Cé méad bliaḋan anois ó bíomar le ċéile ag Panama?" arsa fear a' tiġe.

"Seaċt mbliaḋna fiċead teaċt na Nodlag seo."

"Agus pós tú, ar ndóiġ?"

"Níor pós ariaṁ. Ní raiḃ an t-am agam."

"Is dóċa go bfuil carn mór airgiḋ déanta agat, a Séamuis!"

"Tá roinnt. . . ."

Cluineaḋ mairnéalaċ sa siopa ag iarraiḋ cúpla feaḋ de ċéad. Ċuaiḋ fear an tsiopa go dtí an doras agus

duḃairt leis suiḋ agus naċ gcuireaḋ sé aon ṁoill ṁór iongantaċ air. Líon sé gloine eile dó féin agus dá ċaraid.

"Maidir leatsa," arsa an strainséar, "ní call dom fiafruiġe díot. . . ."

"Ní call duit. Baintreaċ fir mé agus lán a' tiġe de ṗáisdiḃ orm. Ingeanaċa ar fad aċt aon ṁac aṁáin."

"A ndeir tú liom é? . . ."

Ḃí an mairnéalaċ a ḃí sa siopa ag éirġe mí-foiġideaċ. B'éigin d'ḟear a' tiġe dul amaċ le freastal air. Nuair ḃí sé imtiġte uaiḋ tosaiġ an Búrcaċ ag maċtnaṁ. Cé'n gáḃaḋ ḃí leis imṫeaċt arís? Naċ raiḃ a ḋóṫain airgid déanta aige? Nár ḃreáġ an rud an suaiṁneas tar éis an ḋócaṁail oibre? Agus cá ḃfuiġeaḋ sé áit níos deise leis an gcuid eile dá ṡaoġal a ċaiṫeaṁ ann ná san áit ar rugaḋ é? Ní raiḃ aon ċeapaḋ aige ag fágáil na Stáit dó aċt cuairt gearr taḃairt ar Éirinn, aċt de réir mar ḃí na laeṫe agus na míosa ag imṫeaċt is luġa an fonn ḃí air filleaḋ. An sean-draoiḋeaċt! an sean-ḋúṫċas!

Nuair d'ḟill an Fionnaċtaċ ó'n siopa duḃairt a ċara leis—

"Le pósaḋ ṫáinigeas aḃaile, a Aindréis. Táim tuirseaċ de'n saoġal tall."

"Tá feilm ḃreáġ le díol ag duine de na Blácaiġ tiar ag an gCnoc Mór, má ḃí tú ann ariaṁ. Geoḃtá ar ṁíle é. Dá ċéad déag atá uaiḋ, agus teaċ uirti ċoṁ ḃreáġ is ċonnaic tú ariaṁ. . . ."

"Ḃfuil cárr agat?"

"Tá."

"Gléastar an capall go beo agus téiḋmís gá féaċaint."

Coṁ uair 's ḃí an capall gá gléasaḋ tárla an ċainnt seo doir an mbeirt:

"Is dona an ċuiṁne agus is dona an aiṫne atá agat, a Aindréis," arsa an Búrcaċ, "naċ gcuiṁnigeann tú ar an oiḋċe Nodlag fadó nuair tugamar gealladh dá ċéile naċ mbeaḋ bean ó ḋuine againn dá mbeaḋ ingean ag an duine eile?"

"Is cuiṁneaċ liom é. Agus coṁlíonfaḋ an geallaṁaint má's fíor a ndeir tú liom faoi'n airgead."

"Má ḃíonn sí féin sásta. . . ."
"Tuige naċ mbeaḋ?"
"Is iongantaċ na mná atá ann ar an aimsir seo. Féaċ tall i Sasanaiḃ iad. Níl teóra ar biṫ leó."
Sul ar ṫáinic an cárr ḃí an cleaṁnas déanta ag an mbeirt fear . . .
Cúpla oiḋċe 'na ḋiaiḋ sin ḃí Máire Ní Ḟionnaċta agus a haṫair le ċéile. D'innis seisean ḋí faoi'n gcleaṁnas. Ní raiḃ sí sásta leis. Duḃairt sise naċ bpósfaḋ sí ċoiḋċe é. Duḃairt seisean go bpósfaḋ. Duḃairt sise naċ bpósfaḋ. . . .
Aċt do pós.

* * * *

Ní ḃréag a ráḋ go raiḃ teaċ álainn aca ar an gCnoc Mór agus bealaċ dá réir. Do ḋuine uasal éigin tógaḋ an teaċ i dtosaċ, aċt leis an aimsir bánuiġeaḋ é, agus b'éigin dó a raiḃ aige a ḋíol agus imteaċt leis. Ar ndóiġ ní iongantas é gur ċeap an saoġal go mba ḃreáġ an cleaṁnas ag ingin an Ḟionnaċtaiġ é. Céard ḃí aca an lá ab fearr ḃíodar? Agus má ḃí a fear ag dul i n-aois féin, cé ḋ'aiṫneoċaḋ air go raiḃ sé ag tarraingt ar leiṫ-ċéad bliaḋain? An raiḃ óigfear i bparáisde ar Ċnuic Ṁóir ḃí i n-ann obair a ḋéanaṁ leis? Agus cá raiḃ an duine a raiḃ an fuinneaṁ céadna ann? Naċ gcuirfeaḋ sé aoiḃneas ar do ċroiḋe beiṫ ag féaċaint air ag obair? Agus ċoṁ ceanaṁail is ḃí sé uirṫi! An ruḋ beag rúaraċ, gan spreacaḋ, gan sláinte, gan aon tsórt!
D'fíor ḋóiḃ. Ḃí an fuinneaṁ ann. Ḃí an fonn ċum oibre air; agus ḃí sé ceanaṁail ar an mnaoi ḃig sin a pós sé.
Aċt ní raiḃ sise sásta. An cion aisteaċ ḃí aige uirṫi ba ciontsioċair le n-a mí-ṡástaiġeaċt. Ḃí sé roinnt garḃ ann féin. An saoġal ṫall ba ċiontaċ leis, b'éidir; . . . an doiċeall agus an sglábuiḋeaċt agus a bfaca sé . . . Aċt ar ċaoi ar biṫ, ṫagaḋ creaṫaḋ beag uirṫi nuair ḃíoḋ sé i ngar ḋí ar faitċíos go mbéaḋ sé ró-ġeanaṁail uirṫi. . . . Ṁoṫuiġeaḋ sí mar ḃeaḋ oiḋreaċa faoi n-a croiceann an t-am a leaġaḋ sé láṁ uirṫi. . . .

Aċt ní aḋṁóċaḋ sí é sin ar a ḃfaca sí ariaṁ. Ċeap sí ga mba ṁór an peacaḋ é; aċt ḃíoḋ aiteas uirṫi dá haiṁḋeóin nuair ḋeireaḋ sé léiṫi go raiḃ air ḋul ar an aonaċ seo nó ar an aonaċ sin agus naċ mbeaḋ sé sa mbaile go ceann cúpla lá. Aċt ní raiḃ neart aici air. Dá ġcailleaḋ sí an saoġal seo agus an saoġal eile air, ní ḟéadfaḋ sí grád taḃairt dó mar ṫiuḃraḋ bean d'ḟear; agus ċoṁ luat 's ḃíoḋ sé imtiġte ḃíoḋ sí ag iarraiḋ ḋéanaṁ amaċ a raiḃ mórán ban dá luċt aiṫeantais aṁlaiḋ.

Níor tuig seisean cé mar ḃí an sgéal aici. Ḃí an ġéarċúis ann agus an meaḃair agus an éirim aigne. Dá mbeaḋ air margaḋ a ḋéanaṁ le duine, ḃí cinnte naċ dteipfeaḋ air. Ba ṁaiṫ an fear é ag míniuġaḋ ceist ġnóta nó ceist poiliticiġeaċta, aċt níor tuig sé daoine nár múnluiġeaḋ ar a nós garḃ féin. Céard ba ċionntaċ leis? An saoġal ḃí aige sna Stáit, an sglábaiḋeaċt, an doiċeall, agus an deifir ṁór ḃíoḋ air ag bailiuġaḋ an airgid? Nó an deaṁan tug sé leis ó ḋúṫċas ḃí ann?

Is minic nuair ḃíoḋ a ḃean go mí-ḟásta agus go cantalaċ, agus go leiġeasóċaḋ an focal ceart feileaṁnaċ í, go n-abruiġeaḋ sé focal garḃ éigin ċuireaḋ ḋéistean uirṫi. Tug sé an ḋéistean seo faoi deara go minic, aċt níor tuig sé cé'n fáṫ ḃí leis. Ḃean mar í níor bualaḋ leis ariaṁ ċeana; na mná casaḋ leis sna bailtiḃ móra san Oileán Úr ní raiḃ aon ruḋ is mó ċuireaḋ aoiḃneas orṫa ná molaḋ maiṫ agus bronntanas.

Ċeap sé go dtiuḃraḋ sé bronntanas áluinn dá ṁnaoi agus go mb'ḟéidir go sgaoilfeaḋ sí leis na bealaiġ aisteaċa ḃí léiṫi.

Ċuaiḋ sé isteaċ go Gaillim i n-aon turas leis an mbronntanas a ċeannaċt di. Ċuartaiġ sé na siopaí ar fad, agus sa deireaḋ ċeannaiġ sé gúna breáġ de'n tríoḋa driċleannaċ ḃí déanta sa ḃfaisiún ba ḋéanaiġe. Ní sásóċaḋ sin é go gceannóċaḋ sé biorán mór óir le cur 'na ḃrollaċ. Ḃí sé fial fairsing léiṫi i gcoṁnaiḋe, aċt ċaiṫ sé beagán tar an iomarca ar na hearraiḋe seo; aċt níor ṁisde leis—naċ uirṫi ḃeaḋ an t-aoiḃneas nuair d'ḟeicfeaḋ sí iad?

Agus ḃí aoiḃneas uirṫi. Gúna níos áilne ná an gúna sin ní faca sí ariaṁ. Agus an ḋéanaṁ ḃí air? Nuair

rug a fear ar uaċtar an ġúna le n-a taisbeáint dí ċeapta nać bféadfaḋ aon bean dá caoile dá mbéaḋ sí dul isteaċ ann bí sé ċoṁ cuṁang sin.

Rug an bean ar an ngúna go gcuirfeaḋ sí uirti féin é.

“Táim an-buiḋeaċ díot, a Ṡéamuis, an-buiḋeaċ díot ar fad,” ar sise.

Ċuir sí uirti an gúna. Ḃí sé an-ċuṁang ar fad dí, agus duḃairt seisean é.

“Is aṁlaiḋ is fearr liom é, a Ṡéamais. Béaḋ sa bfaisiún. . . .”

“Aċt i gceann cúpla mí ní féadfaiḋ tú é ċur ort ar ċór ar bit. . . .”

Dubairt sé a lán eile nać n-innseóċar annseo, agus nár taitnig le n-a ṁnaoi, agus nuair nać gcuirfeaḋ sé cosg le n-a teangain, bris an gol uirti agus siúḋ síar san seómra go beó í.

Ḃí aiṫméala air gur labair sé léiti ar an nós sin; bí fios aige nár taitnig an cineál sin cainnte léiti agus buail sé ar an doras go ngabfaḋ sé isteaċ le leit-sgéal a ġabáil léiti. Aċt ní leigfeaḋ sí isteaċ é.

“Osgail an doras,” ar seisean.

“Ní osglóċaḋ,” ar sise.

Ḃí buile ag teaċt air.

“Dá fuide fanfas tú amaċ uaim is aṁlaiḋ is fearr liom é,” ar sise.

D’osgail sí an doras roinnt agus ċaiṫ sí amaċ an gúna.

“Agus ma bíonn bronntanas agat le tabairt uait feasta,” ar sise, “tabair do ḋuine eicint eile é.”

Ḃí fearg ṁór air. D’fan sé cúpla noiméad ag an doras agus é roir dá ċoṁairle; bí fonn air guala ċur leis an doras agus é réabaḋ ó ċéile agus an bean a ċlaoiḋ le neart láṁ. Aċt ní ḋearna sé é; sé’r’ḋ a rinne sé breiṫ ar an ngúna breaġ bí ar an urlár agus é ċaiṫeaṁ ar an teine.

“Bíoḋ an diabal aici,” ar seiseau, “aċt múinfeadsa deaġ-béasa dí,” agus siúḋ amaċ an doras é go ndeaċa sé ag marcaiḋeaċt ar ċapall bán bí aige agus níor stop sé go raiḋ sé istig i lár an baile ṁóir.

Connactas an oiḋċe sin ar an mbótar é, agus deirtear nár cluineaḋ ariaṁ a leitéiḋ d’eargaine ó fear, ná an droċ-iḋe céadna gá fágail ag capall boċt.

An páisde fir rug an bean ní faca sé solus an lae ariaṁ. Ḃeirt doċtúirí ar Ġailliṁ ḃí ann ag an mbreiṫ, agus rugaḋ an naoiḋneán marḃ, agus duḃradar go mb'é a mbaraṁail naċ mairfeaḋ an ḃean dá mba ruḋ é go mbeaḋ páisde eile aici.

Nuair ṫáinig biseaċ ar an mnaoi níor ċuir a fear aon tsuim inti. Timċeall an ama seo, tosaiġ seisean ag dul ó aonaċ go haonaċ ag ceannaċ beiṫiḋeaċ le n-a mbeaṫuġaḋ ar an gCnoc Mór, agus is minic ḃíoḋ an ḃean gan é feiceáil, ná gan sgéal fáġáil uaiḋ ar feaḋ seaċtṁaine agus ba cuma léiṫe. Nuair ḃíoḋ sé sa mbaile féin is beag cainnt ḃíoḋ eatorṫa. D'éiriġeaḋ sé ar maidin, ċaiṫeaḋ sé a ḃéile agus ġaḃaḋ sé amaċ i ndiaiḋ ná mbeiṫiḋeaċ, agus ní feiceaḋ sise arís é go ham dinnéara; gaċ oiḋċe beagnaċ ḃíoḋ coṁluadar fear ó'n áit san gcistinig aige, agus ċaiṫidís cuid maiṫ de'n oiḋċe go minic ag imirt cártaí agus ag ragairneaċt. Ní raiḃ sé gan ḃraon maiṫ ól aon lá ariaṁ, aċt ḃí sé ċoṁ láidir le bulán, agus ḃí sé i n-ann é seasaṁ ceart go leór. Aċt ḃí na droċ-nósa ag fáġáil greim air do réir a ċéile, agus is minic ḃíoḋ fáinne an lae ann nuair ġaḃaḋ sé a ċodlaḋ, agus is minice ná san ċaiṫeaḋ sé lá nó dá lá gan focal a laḃairt le n-a ṁnaoi mara ḃfiafruiġeaḋ sé ḋí a ndeárna sí é sin nó a ndeárna sí é siúd, nó an raiḃ aon ċeó airgid ag teasdáil uaiṫi gcoṁair an tiġe.

Ḃí baraṁail aici nár ḟan aon ṁeas aige uirṫi, agus an áit naċ mbíonn an meas ní ḃíonn an cion. Ba ḃreáġ léiṫi an sgéal ḃeiṫ aṁlaiḋ. Ḃeaḋ sí sásta, nó leaṫ-ṡásta, dá mbeaḋ sé gan baċaḋ léiṫi aċt mar sin. Is dona an saoġal ḃéaḋ aici, ċeap sí, agus ḃeiṫ ceangailte ag fear dá dtug sí fuaṫ; aċt cé'n leiġeas ḃí aici air?

Ḃí an talaṁ ceannuiġṫe amaċ 's amaċ aige, agus oiḋċe d'á dtáinig sé abaile ó aonaċ na Gailliṁe agus é ar meisge fuair a ḃean amaċ cuid de'n imniḋe ḃí air.

“Ní ḃfuiġiḋ seisean é pé ar biṫ cé ġeoḃas é,” ar seisean leis féin agus é 'na suiḋe cois na teineaḋ agus ise ag gléasaḋ séire ḋó.

“Ní eisean ġeoḃas é, an bastún, an claḃaire mallaiġṫe, an beiṫeaṁnaċ bradaċ . . .” ar seisean, agus gan áird aige ar a ṁnaoi

Níor fada gur tuig sí céard ḃí i n-intinn aige.

"Tá fios aige naċ bfuil duine de mo ċineaḋ beo . . . aċt ní eisean ná a ṁuinntear ġeoḃfas é . . . b'feárr liom an talaṁ a ḋíol agus an t-airgead a ċaiṫeaṁ san bfairrge. . . ."

Tóg sé a ċeann agus ċonnaic sé a ḃean. Ḃí deireaḋ na hoiḋċe ann agus ḃí sise tar éis éirġe le n-a léigint isteaċ ar eagla go marḃóċaiḋe é ar leacraċaiḃ na sráide—dá marḃóċaiḋe é i bfad ó ḃaile i ngan fios di ní cuṁa mór ḃeaḋ uirti 'na ḋiaiḋ—aċt ar ċaoi ar biṫ nuair tóg sé a ċeann agus nuair d'féaċ sise air ċeap sí naċ bfaca sí ariaṁ, agus ḃí súil aici naċ bfeicfeaḋ sí arís coiḋċe, éadan duine ḃí ċoṁ gránna leis an éadan ċonnaic sí. Ṡíl sí imteaċt uaiḋ agus a ḋul isteaċ 'na seómra féin aċt dubairt seisean focal gáirseaṁail éigin agus rug ar ġualainn uirti.

D'éiriġ léiti imteaċt uaiḋ ó ḃí an oireaḋ sin ólta aige, aċt tuit seisean agus d'fan ar na leacraċaiḃ fuara go raiḃ an ġrian 'na suiḋe.

* * * *

An capall bán ḃíoḋ aige ag dul ó aonaċ go haonaċ agus ó ḃaile go baile faoi'n am seo, agus is minic d'feicfiḋe an capall agus an marcaċ ag gabáil na mbóiṫre faoi ṁeadon oiḋċe, an marcaċ 'na ċodlaḋ meirge agus an t-eaċ ag déanaṁ an eólais dó. Ḃíoḋ bean an ṁarcaiġ sa mbaile, agus pé ar biṫ cé'n oiḋċe a mbeaḋ súil aici leis ní féadfaḋ sí aon ċodlaḋ a ḋéanaṁ go dtagaḋ sé. Aċt ní le cion air d'fanaḋ sí 'na suiḋe. Ḃíoḋ sí 'na suiḋe ag an bfuinneóig go gcloiseaḋ sí torann an ċapaill ar an mbóṫar, agus súil aici naċ gcloisfeaḋ sí coiḋċe é, aċt go n-ólfaḋ an marcaċ an braon tar an iomarca a ċuirfeaḋ as an diallaiḋ ar ṁullaċ a ċinn ar an mbóṫar é. . . .

Agus tagaḋ pictiúirí ós coṁair a súl. D'feiceaḋ sí a fear dá ṫabairt a ḃaile maidin le h-éirġe gréine, agus é fuar marḃ. Ḃíoḋ na coṁarsana ag teaċt isteaċ ag déanaṁ truaiġe di gur ċaill sí fear maiṫ, agus tósuiġeaḋ sí ag ceapaḋ céard déarfaḋ sí leó nó an bféadfaḋ sí a fear a ċaoineaḋ. . . .

Aċt bean deaġṁóideaċ diaḋanta ḃí inntí agus is dá buiḋeaċas ḃíoḋ na smaointe seo ag teaċt ċuici. Níor ṫug sí toil dóiḃ ariaṁ.

Annsin ċluineaḋ sí an capall i ḃfad uaiṫi ag sodar-naoil ar an mbóṫar cruaiḋ, agus ċuireaḋ sí cluas uirṫi féin go gcluineaḋ sí glór a fir go mbeaḋ a fios aici cé'n bail ḃíoḋ air mar d'aiṫniġeaḋ sí cé'n cineál meirge ḃíoḋ air ar a glór agus ḃíoḋ faitċíos uirṫi dá féin. Nuair a ṫagaḋ sé isteaċ ar bogṁeirge agus é ceanaṁail uirṫi ar a bealaċ garḃ féin, ċeapaḋ sí éalóġaḋ uaiḋ, aċt ní minic d'eiriġeaḋ léiṫi. Agus an fuaṫ ḃíoḋ aici ḋó! An ġráin ḃíoḋ aici air nuair a ṁoṫuiġeaḋ sí a anál trom meirgeaṁail ag teangḃáil le n-a leicinn. . . .

Rud beag faiteaċ ḃí innti de réir dúċċais, agus ní ḋéanfaḋ sí faic go deó marach rud adubairt seisean léiṫi maidin agus iad ag iṫe an ḃricfasta. Ċuir sé i gcéill di naċ raiḃ aon ṁeas aige uirri, naċ ḃféadfaḋ sé meas ḃeiṫ aige ar a leiṫéid de ṁnaoi—nár ḟág sí gan oiḋre é.

Dubairt sé a lán eile goill go mór uirri sul ar ḟág sé an teaċ. Ċonnaic sí ag dul siar an bóṫar é ar an gcapall bán agus guiḋ sí ar Ḋia naċ ḃfillfeaḋ sé. . . .

Aċt ḃí sí ag fanaċt ag an ḃfuinneóg an oiḋċe sin ag féaċaint a' gcloisfeaḋ sí an capall. Níor ċuala. Ṫáinig meaḋon oiḋċe, ṫáinig a haon, ṫáinig a dó, ṫáinig a trí aċt níor ċuala sí an capall. Ḃí am go leór aici le smaoineaḋ ar an saoġal ḃí aici, aċt sí an ċainnt adubairt a fear léiṫi ar maidin agus an ċaoi ar dubairt sé í is mó ḃí ag goilleaṁaint uirṫi. Ḃí gealaċ ḃreáġ sa spéir agus ṫáinig fonn uirṫi dul amaċ.

Ċuaiḋ. Agus ní túisge ḃí sí amuiġ ná ċeap sí gan filleaḋ ċoiḋċe.

Tarraing sí an ċlóca 'na timċeall agus isteaċ léiṫi go Gaillim de siubal oiḋċe, agus ní ḋearnaiḋ sí coṁnaiḋe ga raiḃ sí istiġ ar an urlár ag a h-aṫair roiṁ éirġe na gréine.

* * * *

I gceann trí lá ċuaiḋ an Búrcaċ isteaċ go Gaillim 'na coinne. An Fionnaċtaċ féin ḃí sa mbaile roiṁe agus tugaḋ isteaċ é san seómra ḃí ar ċúl an tsiopa.

Líonaḋ gloine dó mar ba ġnáṫaċ gaċ uile lá ariaṁ.

"Is gránda an sgéal é seo againn," arsa an Fionnaċtaċ.

"Í féin is cionntaċ," arsa an Búrcaċ."

Ní raiḃ aċt ċuid de'n sgéal ag an aṫair. Ní leigfeaḋ an náire do'n óigṁnaoi an ċuid ba ṁeasa ḋe innseaċt dó, agus dá n-innsiġeaḋ féin ní móide go dtuigfeaḋ sé i gceart é. Séard a ċeap seisean naċ raiḃ ann aċt cantal agus baois mná óige agus go ḃféadfaḋ sé é leiġeas gan duaḋ. Ṁol sé ḋi dul ar ais ċuig a fear aċt ḋiúltaiġ sí: Ní raiḃ annsin ar ndóiġ aċt ḃaoṫċainnt na hóige. Aċt níor ṁór ḋó teaċt a ṁúineaḋ dá fear; níor ṁór ḋó eagla ċur air. An iomarċa de'n ól agus de'n áirneán ḃí aige le tamall fada

“Na coinne ṫáinig tú, is dóċa,” ars an Fionnaċtaċ.

“Annseo tá sí mar sin?”

Ḃí aiṁreas air nárḃ eaḋ.

“D'eile cá mbeaḋ sí? Agus deir sí gur ann fanfas sí freisin.”

“Ní ann. Mise a fear.”

Ḃí an Búrcaċ go dána. Aiġesean ḃí an ceart síl sé.

“An iomarca de'n ól agus de'n ragairneaċt ḃí agat le bliaḋain,” ars an Fionnaċtaċ, “ní tógfainn ar ḋuine an ḃraon beag ól anois agus arís, aċt 'ċuile oiḋċe sa mbliaḋain . . . i ngaċ aon áit dá dtéiḋteá ní ḃíonn aca aċt 'Ar ċuala tú céard a rinne Búrcaċ an Ċnuic Ṁóir le goirid?' nó 'Naċ iongantaċ an fear le ól é?' Tá sé náireaċ a ḋuine! Tá sé náireaċ!”

“Cuma liom sa gclampar céard déarfas siad: tá fios mo ġnóta féin agamsa—aċt cá ḃfuil Máire?”

“Tá fios do ġnóta agat go cinnte, aċt tá ingean liomsa pósta agad.”

“Mara mbéiḋ an fírinne aca innseoċaiḋ siad an ḃréag.”

“Agus tá an fírinne dona go leór!”

“Tá,” ars an Búrcaċ go bacaċ agus é ag iarraiḋ a ṁeas cé'n méad de'n fírinne do hinnsiġeaḋ dá seanċaraid.

“Déanaiḋ réiḋteaċ i n-ainm Dé,” ars an Fionnaċtaċ, “agus ná ḃíoḋ an saoġal ag magaḋ fúinn. Glaoḋfaḋ uirti féin.”

Glaoḋ. Ṫáinig sí isteaċ agus fuadar fúiti. D'uṁlaiġ sí do'n ḃeirt fear agus duḃairt:

“Má's mo ċoinne-se ṫáinig tú, a Séamuis,” ar sí le n-a fear “is turas i n-aisge ḃéar ort.”

“Caiṫfiḋ tú teaċt liom. Mise d'fear.”

"Nárḃ fearr ḋuit coṁairle a ġlacaḋ," ars a h-aṫair, "dá críonna tú ní agat atá iomlán na céille."

"Toġa na ditcéille ḃí orm nuair ġéillear ḋíḃ i dtosaċ, aċt ċeannuiġear an ċiall ó ṡoin agus ċeannuiġear go daor í, agus tá fios agaiḃse beirt go mba cruaḋ an t-oide ḃí agam."

Tosaiġ sí ag cur di. Ċuir sí iongnaḋ mór ar an mbeirt fear le ċoṁ brioġṁar dána is laḃair sí.

"A ḋul ar ais go dtí an teaċ breáġ sin ar an gCnoc Mór agus fanaċt ann i ḃfoċair an fir úd tall a ṁarluiġeaḋ 'ċuile lá sa mbliaḋain mé, agus atá ċoṁ dall sin is naċ dtuigfeaḋ sé nuair ḃeaḋ an masla dá taḃairt aige! An fear naċ raiḃ uaiḋ ariaṁ aċt a ḋúil ain-tsrianta féin a ṡásuġaḋ . . ."

Síl a hataiṙ cosg ċur léiti. Níor ceap sé go raiḃ an sgéal ċoṁ dona sin; dá mbeaḋ fios aige é b'féidir naċ molfaḋ sé ḋi dul ar ais.

Aċt ní raiḃ aon náire uirti anois, ná aon faitċíos. An rud ḃí i n-intinn aici dearfaḋ sí é cuma céard a tiocfaḋ as. Ḃí an beirt fear, duine aca ar 'ċaon taoḃ de'n ḃórd, agus ise gá ċeann, agus í corruiġte ċoṁ mór sin is go mb'éigin di breiṫ ar ċaṫaoir ó am go ham ar eagla go dtiubraḋ na cosa uaiti.

"B'feárr liom go mór fada mo ṡaoġal agus mo ṡláinte a ċaiteaṁ ar lorg déirce ná fiú aon oiḋċe aṁáin a ċaiteaṁ i n-aon teaċ leat, a Ṡéamuis a' Búrca . . ."

Ċuir a hataiṙ focal beag faiteaċ isteaċ. Ḃí cineal sgáṫ air roimpi.

"Agus ní ró-ḃuiḋeaċ atáim diotsa aċt an oiread le sgéal," ar sise, "ní raiḃ uait aċt fear ḟaġáil dom, agus ba ċuma leat sa mi-áḋ mór cé 'n sórt fir é aċt beagán airgid ḃeiṫ aige. Mé a ḋíol—sin a raiḃ uait. Tá fir ann agus ní ceart go mbronnfaḋ Dia ingeanaċa orta; tá dream eile ann agus sé an peacaḋ mór é go ḃfuiġidís mná. . . ."

"Éirt do ḃéal, a ḃean. Éirt do ḃéal, adeirim," ars an Búrcaċ go bagarṫaċ: "níl agamsa le ráḋ," ar seisean, "aċt an t-aon focal aṁáin: 'is tusa mo ḃean agus an áit a ḃéas mise ḃeiḋ tusa agus mara dtagaiḋ tú abaile liomsa go toilteanaċ, tiocfaiḋ tú ar bealaċ eile. . . ."

Rinne sé iarracht ar greim faġáil uirti. Ċuaiḋ an Fionnaċtaċ eatorta. Silteá ar feaḋ noiméid go mbéaḋ sé 'na ṫroid ann.

"Tá sé coṁ maiṫ dul abaile anoċt, a Ḃúrcaiġ," ars an t-aṫair, "ní socróċar an scéal ar an mbealaċ sin."

Ċuaiḋ.

An oiḋċe sin ḃí beirt fear, duine aca i gCaṫair na Gailliṁe agus duine eile ar an gCnoc Mór rinne maċtnaṁ doiṁin ar ṁeóin na mban.

* * * *

I gceann seaċtaine ba ṁór é iongantas an Ḃúrcaiġ gur ċuir a ḃean litir ċuige á ráḋ leis go mbéaḋ sí sásta filleaḋ dá dtigeaḋ sé 'na coinne.

Ṫáinig. Ag dul siar tar an Teaċ Bán dóiḃ ar an gcárr, ceap an Búrcaċ so ḃfiafróċaḋ sé di ce'n fáṫ gur ġéill sí. Sé ḃí sásta gur eirig leis an tearbaċ ḃaint di!

"Ní raiḃ aon ṁaiṫ duit ḃeiṫ dod' ciapaḋ féin," ar seisean, "naċ raiḃ fios agat go gcaiṫfeá filleaḋ! Is doċa go nduḃairt t'aṫair leat naċ ḃféadfaḋ sé tú ċoinneál sa teaċ agus an ṁuirġín ṁór atá air."

"Ní sin é an fáṫ go ḃfuilim ar aon ċárr leat anois." ar sise, "mara mbéaḋ aige aċt an dara greim ḃéurfaḋ sé an ċéad ċeann domsa."

"D'eile cé'n fáṫ gur ġéill tú?"

"Cogar annseo."

Duḃairt sí focal 'na ċluais nár ċuala aċt an ḃeirt aca.

Ḃí an oiḋċe ag tuitim. Ḃí an seanċapall bán ag siuḃal go réiḋ mall agus cead a ċinn aige. Ní raiḃ ceól ag éanlaiḋ. Ní raiḃ le clos ag an mbeirt ḃí ar an gcárr aċt an torann ḃí a gcapall agus a gcárr féin ag déanaṁ.

Aċt ḃí an t-aon smaoineaḋ aṁáin ag déanaṁ imniḋe ḋóiḃ. D'féaċ an Búrcaċ i dtreó a ṁná. Ḃí sí go smaointeaċ agus go doiliġeasaċ, agus láṁ léiti caitte go fann ar ċrannóig an ċáirr.

Leag sé láṁ ar an láiṁ sin, agus ṫosaiġ ġá cuimilt go ceanaṁail, agus eagla an doṁain air go dtarraingeóċaḋ sí uaiḋ í. Níor ṫarraing

"A Ṁáire! a Ṁáire!" ar seisean acht teip air focal eile a ráḋ.

* * * *

Páirde fir ḃí aici, acht fuair sí féin bás. . . .

* * * *

Sgaṫaṁ beag 'na ḋiaiḋ seo ḃí fear óg ag gaḃáil an ḃóṫar i n-aice leis an gCnoc Mór, agus ċuala sé cárr ag teaċt 'na ḋiaiḋ. An Búrcaċ ḃí ar an gcárr, agus ó ḃí aiṫne ag an ḃfear óg ar a ṁnaoi a cailleaḋ, agus ar a haṫair ṫug sé marcaiḋeaċt ḋó. Ḃí fonn cainnte ar an mBúrcaċ, agus níorḃ fearr leis an ḃfear óg rud a ḋéanfaḋ sé, ná beiṫ ag éisteaċt leis.

"Íocfaiḋ sé go daor as," deireaḋ sé, "a ráḋ gur mise ṁarḃuiġ í! Agus an cion ḃí agam uirri! Acht tá dliġe ann fós, agus taisbeánfaḋ ḋó naċ ḃféadfaiḋ sé dúnṁarḃtóir ṫaḃairt ormsa. . . ."

Ḃíodar ag dul ṫar roilig an Ċnuic Ṁóir.

"Annsin atá sí curṫa," ars an Búrcaċ, "féaċ a huaiġ."

Stop sé an capall bán.

"Tá sé ċoṁ maiṫ againn dul isteaċ agus paidir a ċur le n-a h-anam."

Ċuaiḋ an beirt fear ar a nglúnaiḃ ós cionn na huaiġe. Nuair ḃí na paidreaċa curṫa aca le n-a h-anam, duḃairt an Búrcaċ:

"Ḃeirim buiḋeaċas duit, a Ḋia, nár leag tú láṁ ró-ṫrom ar fad orm, agus má sgioḃ tú uaim an ḃean dá dtugas gean ó leagas súil uirṫi i dtosaċ, tá oiġre fágṫa na ḋiaiḋ aici. . . ."

Táiniġ ċuċa ar an ḃfear a ḃí ag éisteaċt leis.

"A ḃastúin an diaḃail!" ar seisean go fioċṁar bagarṫaċ, "is maiṫ an ċaoi duit é gur ós cionn uaiġe na mná sin dá dtugas féin gean ó túis atámaoid n-ár seasaṁ; marach sin——" agus as go bráṫaċ leis ar eagla go dtaċtóċaḋ sé an fear mírṫuamḋa seo ṁill saoġal na mná ⁊ bionṁuine leis féin ar an doṁan.

# An Ceól agus an Cuiṁne

As I lay in bed

I

San leabaiḋ aréir ḋom séarḋ a ċonnaiceas—

Seomra beag bideaċ agus gan de ṫrosgán ann aċt dá ċaṫaoir, bórd 'na ṡeasaṁ faoi ḟuinneóig briste, leabaiḋ íseal naċ bfeilfeaḋ aċt do ṗáisde, nó do ḋuine naċ mbéaḋ aon aoirde mór ann. Ḃí seanfear sa seómra, agus cosaṁlaċt an bróin le feiceál go soiléir 'na aġaiḋ uasal. Brísde córd air, bróga troma gréasaiḋe agus clabar fliuċ na sráide orra, brat braiġde mná tar a ġuailniḃ aige, folt fada liaṫ air, a ċeann faoi, agus é 'na ṡuiḋe go socair ar an úrlár os coṁair na teineaḋ, le hais na leaptan ísle. Lasraċa na teineaḋ aṁáin tug solas dom an áit ḟeiceál mar ḃí an lampa beag stáin croċta ar an mballa aolġeal gan lasaḋ.

Buaileaḋ an doras. Táinic beirt isteaċ. Níor ṫóg an seanfear a ċeann. Níor laḃair sé. An ḃeirt táinic isteaċ, cailleaċ ċromṫa agus girrseaċ naċ raiḃ ṫar seaċt mbliaḋna déag de réir cosaṁalaċta, níor laḃ-radar aċt oiread. Ba ḋóiġ leat orra naċ bfacadar an seanduine brónaċ ar ċor ar biṫ, aċt is san duine sin is mó ċuireas féin suim, agus mé ag iarraiḋ a ḋéanaṁ amaċ céard a ċuir an brón mór air.

Ċuaiḋ an cailleaċ agus an girrseaċ trasna an úrláir go mall. Tugas faoi deara gur ag treóruġaḋ na cailliġe a ḃí an girrseaċ. Rinneadar ar an leabaiḋ ísil. Sín an cailleaċ a lám donn ċaitte amaċ uaiti ar ṡroiċint na leaptan ḋi, agus táinic an lám anuas ar éadan duine a ḃí sínte innti, ar éadan mná óige

An 'na codlaḋ ḃí an óiġḃean! Ċeapas i dtosaċ gurab eaḋ, ċeapas é gur léig an ċailleaċ screanaċán aisti, gur ṫuit an beirt ḃan ar a nglúnaiḃ, gur ṫosuiġeadar beirt ag guiḋe Dé ar son na marḃ go dúṫraċtaċ. . . .

Aċt níor ċorruiġ an seanfear brónaċ agus níor laḃair sé, aċt é 'na suiḋe ar an úrlár agus a ċeann faoi.

D'éiriġ an ġirrseaċ. Ḃí bláṫanna 'na glaic aici, agus ċrait sí cuid díoḃ os cionn an ċuirp. Níor ḃac ceaċtar de'n ḃeirt eile léiti, níor ċuireadar aon tsuim 'na saoṫar, agus b'iongnaḋ liom sin.

"Fágaim balaṫ na féitleóige," ars' an seanfear i ndiaiḋ sgaṫaiṁ aimsire, "dá mbéaḋ m' inġean beó . . ."

" 'Cuir craoḃ beag de'n ḟéitleóig, san gcónra liom,' sin é duḃairt sí inné . . ." ars' an ġirrseaċ, "d'ḟágas an ċaṫair go moċ le n-a baint . . ." agus í ag gol go trom.

D'éiriġ an seanfear de ġeit. Siúḋ anonn trasna an úrláir é. Siúḋ anall arís é. É an-ċorruiġṫe. Ní brón mór ná doiliġeas a ḃí air aċt sainnt; sainnt agus sainnt aṁáin atá le taḃairt faoi deara 'na ġnúis agus é cromṫa os cionn na leapṫan ag taḃairt na mílte póg do'n ċorp . . . aċt an tsainnt, an tsainnt uaṫḃásaċ atá 'na ġnúis . . .

"Ṫiuḃrainn mo ċuid de na flaiṫis, d'ḟlaiṫeas Dé tú ḟeiceál, a ċuid, tú ḟeiceál, a ċuisle . . . aṁarc na súl ar feaḋ aon noiméidín aṁáin . . . ar feaḋ aon noiméidín aṁáin . . . ar feaḋ aon noiméidín aṁáin, a Ḋia, a Ḋia na Glóire . . . níl uaim ar an saoġal seo aċt m'inġean ṁúirneaċ feiceál sul a ċuirfear san úir í . . . a Ḋia! a Ḋia Ṁóir na Glóire! Éist le mo ġuiḋe."

. . . . .

San leabaiḋ aréir dom séard a ċualas—

An ceól a ḃog mo ċroiḋe, an ceól aoiḃinn íseal taitneaṁaċ, an suantraiġe a ċiúineóċaḋ an fear buile. Agus ar osgailt na súl dom, do ċonnaiceas an seanfear brónaċ a ḃí 'na suiḋe ar an úrlár le hais leapṫan an ċuirp agus béidlín i ngreim aige. Ní caise ceóil a ḃí le clos agam uaiḋ ná srután ceóil ná rabarta ceóil, aċt ba dóiġ liom go raiḃ an seómra lán le ceól, le fuaimannaiḃ iongantaċa do-ċloiste naċ gcorróċaḋ cluas duine go deireaḋ aimsire maraċ saoṫar an ċeolṫóra.

Ḃí buiġeaċt na dtonn ar ṫráiġ lá ciúin saṁraiḋ san gceól sin; ar ġarrḋaiḃ faoi ḃláṫaiḃ móra luasgaċa, agus mná maorḋa ag siuḃal go suanṁar ionnta a ḃéiteá ag cuiṁneaḋ 'stú ag éisteaċt leis an gceól sin; ḃéaḋ fonn ort dul a ċodlaḋ, ḃéaḋ fonn ort tuitim 'do ṡáṁ-ṡuan síoruiḋe aċt naċ ḃféadtá—ní ḟéadtá gan do ṡúile ċoinneál ar aġaiḋ ṡoċma an ċeóltóra . . .

Lean sé do'n suantraiġe. Ċualas féin srannaḋ páisde tríd an gceól a ḃí a' dul i mboiġe i gcoṁnaiḋe gcoṁnaiḋe go dtí naċ raiḃ le clos agam sa deireaḋ aċt an srannaḋ aṁáin. Aċt ceapas ar an gceoltóir go gcuala seisean an ceól suanṁar, go raiḃ sé 'na ċluasaiḃ de ṡíor . . .

A ċeóltóir, a ċeóltóir ḋaill naċ ḃfuil aon ċuiṁneaḋ agad ar t'inġean, ar t'inġean atá sínte fuar marḃ le t'ais!

. . . . .

San leabaiḋ aréir dom séarḋ a ċualas—

Ceól meiḋreaċ aiteasaċ ó'n gceoltóir céadna, ceól a ċuirfeaḋ ag daṁsa tú, ceól a ḃainfeaḋ an brón de do ċroiḋe. Ḃí de ḋraoiḋeaċt san gceól sin, aṁtaċ, naċ ḃféadtá éisteaċt leis i ḃfad go noċtóċaiḋe ḋuit an iomaḋ radarcanna éagsaṁla, agus iad ag teaċt agus ag imteaċt de réir mar d'aṫruiġeaḋ an ceól. Ċonnaiceas maċaire leaṫan i ḃfad uaim. Croinnte tall is i ḃfus gá luasgaḋ le gaoiṫ. Ḃláṫanna ioldaṫaċa. Néalta boga bána ag coiṁlint le céile treasna na spéarta—agus do ċualas, seaḋ do ċualas an ceól meiḋreaċ céadna ċugam ar an ngaoiṫ. Aċt nuair a ċuireas cluas orm le n-a ċlos níos feárr níor ċualas aon ċeo. D'éag an ceól, aċt d'ḟan an radarc, d'ḟan an maċaire álainn—agus beirt 'na lár istiġ, seanḟear agus geárrċaile, eisean ag gaḃail ceóil, ise ag daṁsa, ag daṁsa go sgléipeaċ agus a folt fada le gaoiṫ . . .

Aċt nuair a tógas mo ċeann ní raiḃ le feiceál agam aċt an seanḟear a ḃí 'na ṡuiḋe ar an úrlár agus an ḃeidlín i ngreim aige; ní hí an tseanḟéaċaint ḃrónaċ a ḃí 'na ġnúis, aṁtaċ, faoi seo, aċt an ḟéaċaint céadna a ḃí i ngnúis an ċeóltóra úd a ḃí i lár an ṁaċaire álainn . . . a seanḟir, a seanḟir naċ náire ḋuit ḃeiṫ meiḋreaċ agus t'inġean ar lár!

D'aṫruiġ an ceól go tobann, agus ċonnaicear bóṫar fada fuar fliuċ. Seanfear agus óiġḃean ag gabáil an bóṫar sin. Iad beirt go tuirseaċ traoċta. Eisean go cantalaċ. Ise i ngreim láiṁe ann gá ṫreórugaḋ, agus ag iarraiḋ a sásugaḋ, ag ráḋ leis naċ mórán eile ḃéaḋ le siubal aca, go mbéiḋis san mbaile faoi ċeann uaire, go mbéaḋ teine ṁaiṫ aca agus biaḋ agus socaṁlaċt, go mbéaḋ an uile niḋ aca mar ba ċóir . . .

A inġean, a inġean cad ċuige ḋuit a beiṫ ag innseaċt na mbréag? Ná creid í, a seanḟir, a ċeóltóir ḋaill atá do suiḋe annsin ar an úrlár, ná creid í: muna mbéaḋ tú béiṫ ḋall naċ mbéaḋ fios agad gur ar an mbóṫar fada fuar fliuċ sin casaḋ an gadaiḋe gránda léiṫi, an gaduiḋe bréan sin a bain ḋiot í? . . . Aċt atáir ag gabáil ceóil agus a inġean ar lár!

. . . . .

San leabaiḋ aréir ḋom séarḋ a ċualas—

An ceol ba brónaiġe ḋár gcualas le mo linn. Ḃí brón aṫar ann agus brón máṫar; ḃí brón carad i nḋiaiḋ carad ann, agus brón leannáin i nḋiaiḋ a stóraċ. Ċuireas méara 'mo ċluasaiḃ mar ḃí an ceól brónaċ sin ag ḋul ṫríom, ag ḋul go smior, ag ḋul go smúsaċ ionam. Ċeapas éirġe agus imṫeaċt aċt níor ḟéadas. Ní leigfeaḋ an sean-ċeóltóir ḋom corruiġe. Ḃí greim daingean doċt aige orm. Ḃí faoi ḋá leiṫ a ḋéanaṁ ḋem' ċroiḋe, agus b' féidir go n-eirġeaḋ leis muna mbéaḋ gur cuireaḋ cosg leis an gceól go tobann.

Táinic beirt steaċ san seómra mar a raiḃ an ceol-tóir, cailleaċ ċromta agus girrseaċ gá treórugaḋ. Ḃí fearg mór ar an gcaillig.

“Támuid ag éisteaċt leat le leaṫuair,” ars' an ċailleaċ, “agus ba ċóra ḋuit a beiṫ ar do ḋá ġlúin le taoḃ na leaptan sin ná ag cleaċtaḋ do ċuid ceóil agus t'inġean marḃ.”

Níor labair an seanfear. Níor ċuir sé cor ḋe. Ḃí an ḃeiḋlín ar an úrlár le n-a ais agus a ċiotóg i ngreim ann. A ḋeasóg caiṫte go fann treasna na leaptan ísle. A ċeann leigte isteaċ ar corp a inġine. . . .

Nuair nár ḟéad an ċailleaċ aon trásaṁ fáġail uaiḋ, ná cainnt féin a baint as, ġluais leó amaċ, agus an

ċailleaċ ag ráḋ léiti féin gó n-innseoċaḋ sí do na coṁarsanaiḃ laiġead a ċuṁa i ndiaiḋ a inġine; aċt nuair a tosuiġ sé ar an gceól brónaċ an aṫuair, tar éis imṫeaċta dóiḃ, tuigeas féin é; tuigeas ar gaḃ sé de ċeól ó ċonnaiceas i dtosaċ é; ba léir dom naċ ag cleaċtaḋ ceóil a ḃí sé aċt ag cur i gcuiṁne dó féin. Tríd an gceól, cé'n saoġal a ḃí aige féin agus ag a inġean le céile le n-a linn, agus cé'n saoġal a ḃéaḋ aige i ndiaiḋ a ḃáis . . .

A ċeóltóir, a ṡean-ċeóltóir ḋaill, ní truaiġ liom tú anoċt agus an tseóid uasal atá agad le bronnaḋ ar t'inġean atá ar lár . . .

## II.

Litir a táinic ċugam indé ag cur i gcéill dom go raiḃ mo ṡean ċara, an ceoltóir, imṫiġṫe ar ṡliġe na fírinne.

Mo ċeoltóir boċt dall! Ní tig liom anois gan ḃeiṫ ag cuiṁneaṁ go dolásaċ ar an tsean-ṡaoġal agus ar an gcaoi ar casaḋ liom i dtosaċ é.

Ḃí an ḃeirt againn ar fán agus ar fuaidreaṁ an tsaoġail an tráṫ sin; mise m'ógánaċ beag bog, gan teaċ gan dion gan ṁaoin aċt an t-aon raol aṁáin; eisean 'na ṡeanfear cruaiḋ cráiḋte ag seinm ceoil do ċoiṁtiġiḃ gan múineaḋ i gcaṫair ṁóir i ḃfad ó ḃaile—an ḃeirt againn gan teaċ, gan dion, gan ṁaoin, aċt an t-aon raol aṁáin. . . .

Oiḋċe ḟliuċ i gcaṫair ċoiṁtiġ. Bróga réabṫa go raiḃ an t-uisge ag plabarnaiġ ionnta faoi mo ċosaiḃ. Doiliġeas 'mo ċroiḋe. An gean is dual do ḋuine ḃeiṫ aige ar a ċineaḋ, ar an gcineaḋ ṁór ḋaonna, sguabṫa. . . . Uċ! an oiḋċe sin. . . .

Aċt ċuala mé an ceól, an ceól bog geanaṁail Gaoḋalaċ agus ḃreaṫnuiġ mé ar an gceóltóir ḃí 'na ṡeasaṁ annsin ag doras tiġe leanna, ag súil le piġneaċa na n-allṁúraċ. Taiṫniġ a éadan liom. Ḃí seanḃairéad ar cúl a ċinn, beiḋlín i ngreim aige agus an solus ó ḟuinneóg an tiġe leanna ag taiṫneaṁ ar a ḃán-ġnúis uasal.

Aċt 'sé an port bog aoiḃinn Gaoḋalaċ ċuir iallaċ orm fanaċt annsin 'mo seasaṁ ar leaṫ-taoḃ na sráide go raiḃ an ceól tart. Nuair ḃí, rinne mé rud aisteaċ, rud amaideaċ má's fearr leat an focal sin.

Seo é é:

An raol breáġ geal gleóite, an piosa deireaḋ airgid dá raiḃ agam ar an saoġal, ċaiṫ mé isteaċ i mborsa bailiġte an ċeóltóra é agus d'imtiġ liom go beó. Ní raiḃ fiċe slat curṫa díom agam, go dtáinic cinéal aiṫméala orm faoi'n ngníoṁ ḃí déanta agam. Ṫosaiġ mé ag smaoineaḋ ar a bḟéadfainn fáġail ar an raol breáġ—builin beag aráin, piosa cáise, gloine leanna ġuirt b'ḟéidir. . . . Gaċ uile siopa fuinnteóra dá ngaḃfainn tarais, ḋearcainn sa bḟuinneóig ar na builiniḃ breáġṫa donna agus na cisdiḃ deasa milse: gaċ uile teaċ leanna dá bḟeicfinn, ċuireaḋ sé le mo ṁéala, nuair ṫiocfaḋ balaṫ na ndiġte naċ raiḃ i ndán dam amaċ ṫríd an doras. . . .

Ḃí mé cráiḋte gur sgar mé leis an raol. . . .

. . . . . . . .

D'ḟill mé. Ḃí an ceóltóir dall ag ḃeidhleadóireaċt ag doras tiġe eile leanna. Ċonnaic mé mo raol geal féin agus é go haonraic imeasg na bpiġneaċa ruaḋ i dtóin a borsa bailiġte. An caṫuġaḋ táinic orm!

Ḃí mo ċroiḋe lán. Ḃí mo ḃolg follaṁ. Ṫosuiġ mé ag cur díom—a leiṫéid de ċainnt aisteaċ ní ċloistear aċt go hannaṁ le linn saoġail.

I nGaeḋilge labair mé ionnós naċ dtuigfiḋe mé—seaḋ, ionnós naċ mbéaḋ a fios ag an gceóltóir uasal dall cé'n droċ-ċroiḋe ḃí agam do'n tsaoġal ṁór, ionnós naċ mbéaḋ a fios ag an gceóltóir é, ionnós naċ mbéaḋ aon ċeapaḋ aige cé'n diabal duḃ ḃí istiġ ionnam. Agus ní mar geall ar an raol deiridh sin ḃí mé buarṫa. Ní heaḋ aċt . . . ar ċaoi ar biṫ, noċtaiġ mé mo ċroiḋe agus mo ṁeanma do'n ċeóltóir dall sin i gcaṫair tar lear, agus gan ceapaḋ agam gur tuig sé focal dá raiḃ mé a ráḋ!

Aċt tuig sé mé, tuig sé mo ċuid cainnte; seaḋ, agus an croiḋe cráiḋte ḃí taoḃ ṡiar de'n ċainnt.

"Mo ṫruaiġ ṁór ṫú!"

Nuair ċuala mé an focal sin táinic iongnaḋ an doṁain orm. Táinic náire orm gur labair mé.

"Mo ṫruaiġ mór tú!" ar seisean arís, agus tuigsint neaṁ-ġnáṫaċ 'na ġlór.

"Agus tá Gaeḋilge agatsa?" arsa mise, "dá mbéaḋ fios agam é, ní ḋéanfainn faoisdean de'n tsórt sin leat. . . ."

Níor labair sé. Ní ḋearna sé aċt breiṫ ar láiṁ orm, aċt ḃí gean agus tuigsint agus coṁ-ṫruaġ san mbarróig sin rug an dall orm. . . .

Ġluais linn beirt agus mise ġá ṫreórugaḋ.

Féaċ orainn: seanfear dall, beiḋlín ar iomċur aige, bata 'na ċiotóig aige, agaiḋ fada bán uasal air, aċt gan aṁarc aige ar an óganaċ beag lag ḃí le n-a ṫaoḃ, ná ar na sráideannaiḃ gruamḋa, ná ar na siopaiḃ soillseaċa, ná ar an tsainnt agus an ainṁian agus an ṡrándaċt ḃí le tabairt faoi deara i n-agaiḋtiḃ na ndaoine ḃí ag gabáil tart.

"Is aoiḃinn liom duit, a ḋaill, naċ bfeicfeann tú a ġránda is tá an saoġal," arsa mise im' intinn féin mar silear; aċt is dóċa gur labair mé ós árd mar ṫug an sean-fear dall freagra orm má's freagra ḃí ann.

Labair sé go bog íseal mar is gnáṫaċ le dall.

"Ḃronn Dia mór na mílte míle seóḋ orm, a óganaiġ diṫċéillḋe," ar seisean, "agus bronnfaiḋ Sé ortsa freisin iad má ġlacann tú leó. . . ."

Oiḋċe fuar fliuċ i gcaṫair ċoiṁtiġ; plab-plab an uisge 'mo ṡean-ḃrógaiḃ; ceól an ocrais 'mo ġoile istiġ; olc 'mo ċroiḋe: cuṁaċt feallsaṁnaċta an ḋaill 'mo ċluasaiḃ boḋra. . . ."

"Tá Dia mór; bíonn Sé ag cainnt i gcoṁnaiḋe leis an té go bfuil cluas air——"

Ḃí an sean-fear ag cur ḋe agus b'ḟaċtas dom nár ċualas ariaṁ cainnt ċoṁ n-uasal ó ḃéal duine.

"Níl ort aċt éisteaċt leis," ar sé, "agus líonfaiḋ Sé t'anam boċt duḃ le aiteas. . . . Ḃí mise tráṫ agus. . . ."

Níor ḋubairt sé níos mó, aċt nuair ṫug sé cuireaḋ dom dul go dtí a ṡeómra beag féin leis, ġlacas leis an gcuireaḋ sin go buiḋeaċ beannaċtaċ.

Suas linn, cúig nó sé cinn de staiġriḃ go raḃamar ag bárr an tiġe ṁóir lóistín, mé féin agus an sean-ċeóltóir, go ndeaċamar isteaċ i seómra a raiḃ cosaṁlaċt an ḃoċtanais air; aċt má ḃí an áit boċt agus beagnaċ lom, d'ḟeicfiḋe duit go raiḃ mineaċas éigin ag baint leis, naċ fear aonraic ċoṁnaiġ ann. . . .

Sean ḃórd lúbaċ i lár an urláir ann—aċt naċ dtiuḃrtá faoi deara ċoṁ sean lúbaċ is ḃí sé leis an sgaróid ḃí ós a ċionn; dá ċaṫaoir naċ raiḃ ar aon déanaṁ, stól beag trí ċos naċ ndéarna siúinéar ariaṁ, clár beag croċta ar an mballa agus roinnt gréiṫre air, leabaiḋ ḃeag sa gcúinne—sin a raiḃ le taḃairt faoi deara san áit i dtosaċ; aċt áit a mbíonn bláṫa bíonn bean, agus ḃí bláṫa sa seómra boċt seo, nó barlóga ba ċóra a ráḋ, mar ní raiḃ aċt tús an earraiġ ann. Ḃíodar ann, ṫart gaċ uile áit ann, barlóga sgeiċe, an aitinn ḃuiḋe féin, péḃrí cé'n ċaoi ar friṫeaḋ a leiṫéidí istiġ i lár caṫraċ móire. Sé nó seaċt gcinn de ṗictiúiriḃ as na páipéir greamuiġṫe de na ballaiḃ—bean, agus bean aṁáin a ṫoġfaḋ a leiṫéidí de ġrafaiḃ má ḃí aon roġa ann. . . .

Aċt cá raiḃ an ḃean?

. . . . . . . . .

Ḃí an teine ḃí sa ngráta beagnaċ caiṫte agus an sean-ḟear ar a ġlúnaiḃ ós a ċoṁair amaċ ġá séideaḋ le n-a ḃéal. D'eiriġeaḋ lasair beag i n-áirde as an ngríos, ċuireaḋ sé cipíní beaga air, ṫagaḋ méad innti go bfeicteá éadan bán an daill go soiléir, go bfeicteá a ṁéara fada caola ceóltóra agus na cuisleaċa móra gorma ag eirġe aníos as druim a ḋá láiṁ ar nós géagán lom crann i n-aġaiḋ na spéire tráṫnóna seaca geiṁriḋ.

Ṡíl mé cuidiuġaḋ leis, aċt ní leigfeaḋ sé dom. B'éigin dom fanaċt annsin 'mo ṡuiḋe ag féuċaint air agus ag éisteaċt le ceól fíoċṁar na ndúil. Agus naċ ann ḃí an ceól! An teaċ a raḃamar ann ḃí sé ar an teaċ ab' áirde sa tsráid, agus nuair ṫagaḋ an gála timċeall ar ṁullaċ an tiġe, agus anuas tríd an tsimné, agus isteaċ faoi'n doras, agus nuair buailtí an ḃáisteaċ i n-aġaiḋ na bfuinneóg, ní ceaptá aċt go raiḃ tú istiġ i gcarcar agus go raiḃ na mílte beiṫiḋeaċ allta buile amuiċ ag iarraiḋ greim fáġáil ort. . . .

Ḃí an sean-ḟear ar a ġogaiḋe mórán, ós cionn na teine. Mise ar an stól beag trí cos ag sliseaḋ aḋmuid dó. D'eiriġ sé roinnt. Ruġ ar ġlúin orm.

"Go raḃáiliḋ Dia muid," ar seisean, "b'ḟeárr ḃeiṫ annseo anoċt dá ḋonaċt é ná amuiġ i bpúcán faoi Ċeann Golaim. . . ."

"Agus a ndeir tú liom go raiḃ tú ann?" arsa mise agus iongnaḋ an tsaoġail orm; ní raiḃ fios agam an uair sin, ar ndóiġ, cé'r b'as dó, agus d'eiriġ mo ċroiḋe nuair ċuala mé ainm na háite sin. Ċonnaic mé an áit ós comair mo súl, an Ceann féin, an fairrge ṁóir timċeall air, oileáin Árann. . . . Leiġ mé osna. . . .

Níor ṫug an dall aon freagra ar mo ċeist. Ḃí sé annsin, canna bainne aige ar an teine, é ag freastail air agus ag cainnt leis féin gan áird aige ormsa.

"Ceann Golaim," deireaḋ sé leis féin, agus leis an gcaoi réiḋ ṁall deireaḋ sé gaċ focal ba léir go bfaca sé na háiteanna uile go léir ós comair a ḋá súil dall; ċonnaicear féin iad ar aon ċuma "Ceann Golaim agus púcán maiṫ agat ar lorg na rúnaċ . . . caoiriġ beaga bána ar ṁaċaire an iasgaire . . . na h-éisg go halpaċ . . . ní túisge ḃéaḋ doruga i bfairrge agat ná go bfuiġteá guin . . . tarraingteóċtá isteaċ é . . . ċaitteá i dtóin an ḃáid é . . . amaċ leis an doruga arís. . . ."

Is cinnte naċ raiḃ aon smaoineaḋ aige go raiḃ mise san áit ariaṁ ná go raiḃ aon baint agam le spóirt an iasgaire fairrge, mar níor ċuir sé aon ċeist orm faoi; ní ḋeárna sé aċt cupán de'n ḃainne te síneaḋ ċugam, aċt deirimse leat go raiḃ mé 'na ġáḃaḋ an oiḋċe ṁillteaċ sin. . . .

Ní fada go raiḃ mé ar mo suaiṁneas colna. Moṫuiġ mé teas ḃreáġ ón mbainne ag gluaiseaċt trí mo ċuisleaċa, agus an teine ag cur borraḋ agus lioḋgaḋ 'mo ġéagaiḃ. Níor ṁisde liom gála ná báisteaċ mór—an ġaoiṫ ḃí ag sgréaċaoil tart ar an seanteaċ gruamḋa loirtín 'na raḃamar, ar nós na mílte beiṫiḋeaċ allta buile, cé'n áird ḃí agam uirri? D'eiriġ mé súgaċ sásaċ nuair d'iṫ mé roinnt. . . .

Ḃí sé tamall maiṫ gur feadas ċur i dtuigsint do'n ċeóltóir dall go raiḃ eólas ċoṁ maiṫ agamsa ar Ċeann Golaim agus na bealaiġ sin is ḃí aige féin. Ḃí sé annsin ós cionn na teine gá teiṫ féin agus ag iṫe a ḃéile gan mórán áird aige ormsa; aċt ní raiḃ sé ann aċt i gcolainn—'na aigne ḃí sé ag treaḃaḋ fairrge agus ag gearraḋ sáile, ag coiṁlint le anfa agus le gaoiṫ ar leaṫan-ṁuir mí-ṫreóireaċ; fairrgí ċáitte, lannaí diaḃalta, mulláin ċontaḃairteaċa, aillteaċa uaiḃreaċa uaisle, uaṫḃás na mara agus na spéire—sin a raiḃ le feiceál ag intinn an daill ḃoiċt ḃí 'na suiḋe ós coṁair teineaḋ i seómra lom i gcaṫair iasaċta. . . .

Ḃí fonn orm cainnt ċur air; ḃí fonn orm innseaċt dó cé'n grá ḃí agam féin ar na rudaiḃ ḃí gá luaḋaḋ aige; ḃí dúil agam baint as agus mórán ceisteanna ċur air faoi na bronntanais tug Dia dó, mar an ċainnt aduḃairt sé liom ar an tsráid sul ar ṫáiniceamar isteaċ, tosaiġ sí ag bruġaḋ isteaċ ar m'intinn faoi seo, aċt ḃí leisg orm ċur isteaċ ar a ċuid smaointe aoiḃne ná ar a saoġal rúnda.

"Ceann Golaim," deireaḋ sé, "Ceann Golaim. . . Cuan an Ḟir Ṁóir. . . . An Daingean. . . . Cuan Ċill Ċiaráin. . . ." agus gan buiḋeaċas dom féin d'feicfinn an uile áit aca, an uile áit ar ar ṫráċt sé, ċoṁ soiléir is dá mbéinn ann. . . .

Cluineaḋ torann bróg taoḃ amuiġ de'n doras.

Geit an sean-fear. Ċuir sé uaiḋ aislingí a óige.

Ṫáiniġ óigḃean isteaċ.

"Seo í m'ingean," ars' an sean-fear.

Gaḃ aoiḃneas mé féin le ċoṁ háluinn is ḃí an ḃé. . . .

. . . . . . . . .

Ní saoilim gur ċaiṫ mé béile ariaṁ ḃí ċoṁ haisteaċ leis an mbéile ċaiṫ mé féin agus an ceóltóir dall agus a ingean le céile sa seómra beag lom sin i gcaṫair i bfad ó ḃaile.

Ḃí goile ṁaiṫ agam aċt níor iṫ mé mórán; go deiṁin is beag naċ raiḃ an t-ocras céadna orm nuair d'fágas an bórd is ḃí orm nuair suiḋ mé síos, agus ní ganntanas biḋ ann ba cionntaċ leis, aċt an óig-ḃean, ingean áluinn an ċeóltóra. . . .

Ġeit mé ar teaċt isteaċ sa seomra i dtosaċ dí; ní raiḃ súil agam le n-a leiṫéid de ṁnaoi—aistiġeaċt álainn agus áilne aisteaċ ag baint léiṫe . . . dearg sí roinnt . . . an ċaoi ḃí mise ag féaċaint uirri b'ḟéidir—nó an stróiṁ cuireaḋ uirri teaċt aníos an staiġre ċugainn. . . .

"A Róisín," ars' a h-aṫair, "deóraiḋe boċt eile é seo."

Ḃeannuiġ sí dom. Ní ḋéanfaḋ bainríoġan níos maorḋa é.

D'innis a haṫair di cé'n ċaoi ar casaḋ le céile sinn.

"Agus," ar seisean, "ní ḋéanfaiḋ tú aon ṁoill anois aċt béile a ġléasaḋ dúinn: tá ocras orrainn beirt."

"Orrainn triúr," ar sise.

Níl focal dá ndubairt sí an oiḋċe sin naċ ḃféadfaim innseaċt anoċt; seaḋ agus an ċaoi a ndubairt sí é, agus gaċ cor dár ċuir sí di gá ráḋ. . . . Níl orm anoċt aċt na súile a dúnaḋ agus tig liom í feiceál go soiléir; a héadan ḃí beagán ró-ḃán agus ró-ṫanaiḋe b'ḟéidir, aċt an luisne ḃíoḋ ag teaċt agus ag imṫeaċt nuair ḃreaṫnuiġinn féin ró ḟada uirri . . . folt duḃ uirri agus é ċoṁ fiaḋánta le n-a hanam féin; aċt ní ḋéanfaḋ aon ċur síos dá ḃféadfaiḋe sgrioḃaḋ an aistiġeaċt álainn agus an áilneaċt aisteaċ ar ar tráċt mé ċeana ċur i dtuigsint do duine. Ní 'na h-iomċur ḃí an áilneaċt agus an aistiġeaċt, ná 'na pearsain féin, ná 'na moḋ cainnte, aċt ionnta uile go léir agus a gcur le céile. . . .

. . . . . . . . . .

Ḃíomar ag caiṫeaṁ ár mbéile an triúr againn nuair tosaiġ an seanfear ar a ċuid cainnte arís.

"A Róisín," ar seisean, "ṡíl mé ar ball beag go raiḃ mé sa mbaile i gConamara arís . . . go raiḃ mé ag báḋóireaċt ann . . . ag treaḃaḋ fairrge agus ag gearraḋ sáile . . . seaḋ, amuiġ ar an doiṁinn ḃíos sa bpúcán beag liom féin . . . agus ḃí súile an tsaoġail seo agam arís . . ."

Ó am go ham ċuireaḋ an dall cosg leis an gcainnt, díreaċ is dá mbéaḋ sé ag súil go gcuirfiḋe isteaċ air, aċt níor ḃac ceaċtar againn-ne leis. Maidir liomsa, is beag áird ḃí agamsa ar a ḃriaṫraiḃ béil; dá ḃfuiġinn Éire ṁóir faoi ḃuaiḋ air, ní ḟéadfainn an sunndas ceart ṫabairt dó aċt mo ṡúile greamuiġṫe san óigḃean . . . is

iomḋa iarraċt ṫug mé gan ḃeiṫ ag breaṫnuġaḋ uirri aċ ḃí sé ċoṁ maiṫ agam ḃeiṫ ag iarraiḋ breiṫ ar an ngealaiġ! Ní túisge ḃreaṫnuiġinn ar an dall agus cluas orm ag éisteaċt leis ná ṁoṫuiġinn mé féin ag cur cluas orm féin agus ag slugaḋ an focail dob fánaiġe dá sgaoileaḋ sise uaiṫi. . . .

Agus ḃí sise trí n-a ċéile mar an gcéadna; ċuir sí salann i dtae a haṫair uair; ṡín sí an bainne ċugamsa agus an t-arán uaim; nuair dubairt an dall léiṫe uisge ċur sa tulán d'éiriġ sí agus d'osgail an doras, agus annsin rinne sí gáire gan fios cé'n fáṫ. . . .

Ḃí truaiġ agam dí agus truaiġ agam dom féin. Iarraiḋ eile: ṫosaiġ mé ag éisteaċt le sgreadaoil uaṫḃásaċ na gaoiṫe, agus leis an mbaistiġ ḃí dá radaḋ i n-agaiḋ na bfuinneóg; leis an torann agus leis an aċrann diabalta ḃí ag na lóisteóiri ṫíos fúinn—aċt ní raiḃ aon ṁaiṫ ann. Ḃa léiṫi mo ċluas, agus mo ṡúil, agus m'aire. . . .

"Má tá siḃ réiḋ suiḋimis ag an teine," ars' an sean-ḟear.

Ní raiḃ mo ṡáiṫ ná mo leaṫ-ṡáiṫ iṫte agamsa, aċt mar sin féin rinneamar mar ċoṁairliġ an seanḟear.

Ṫóg mé áit naċ bfeádfaḋ sise m'éadan feiceál.

Suiḋ sise ar an stól beag. Ċaiṫ sí láṁ léiṫi anonn tar glúin a haṫar go muinntearḋa.

"Ḃí mise a ráḋ leat ar ball," ar seisean, "go bfaca mé an uile sórt le súile an tsaoġail seo. . . ."

"A bfaca a aṫair?"

"Connaic mé. Connaic mé Ceann Golaim ag éirġe aníos as an bfairrge; ṡeól mé soir Cuan Ċill Ċiaráin agus connaic mé an baile beag sin, na tiġte bána agus Cnoc Moḋarḋáin ós a ċionn. . . ."

"Aoiḃinn ḃeiṫ ann," ar sise agus ṫosuiġ sí féin ag cur síos ar ċuid ṁór áiteanna ḃí ar aiṫne agus ar eólas agamsa. Labair sí go fileaḋta agus go haoiḃinn; aċt ṫug mé faoi deara naċ raiḃ sí an-ċruinn ag cur síos ar ṁuinntir na háite. Ṫraċt sí ar daoine fuair bás sul ar rugaḋ í díreaċ is dá mbeidís beó. Ċuir sé sin croc an-aisteaċ ar fad ar a cuid cainnte—bean naċ raiḃ mórán tar fiċe bliaḋain d'aois ag cur síos ar an tsean-saoġail ar nós sean-ṁáṫar! Daoine

ḃí faoi'n gcré ó ḃí mé féin 'mo ṁalrac ġá luaḋaḋ aici, ḋá molaḋ agus ḋá gcáineaḋ aici, ar ḃealaċ ċuirfeaḋ cineál sgát ort!

“Agus an fada ó ċonnaic tú na daoine agus na háiteanna sin?” arsa mise.

“Ní faca mé ariaṁ iad,” ar sise, “aċt bíonn m'aṫair ag cur síos orra go minic liom; go deiṁin is mó an aiṫne atá agam ar ċuid aca ná mar atá agam ar na daoine tart annseo. . . .”

“B'fíor ḋí. Ṫuig mé cuid den airtigeaċt ḃí ag baint léiṫe annsin nuair d'innis sí dom naċ bfaca sí Éire ariaṁ, ġid go raiḃ an aiṫne ṁaiṫ sin aici ar ḋaoine ḃí beó ann le linn óige a aṫar. . . .”

Le baint aram pinne sí é, silim anois, aċt ċuir sí síos ar ḃroċ-nósaiḃ ḃí ag táilliúr ḃí beó nuair bíos féin 'mo ġasúr.

“Tá sé sin caillte le ós cionn fiċe bliaḋan,” arsa mise “cé'n aois ṁór atá agat-sa?”

“Ó! tá mise ċoṁ sean le m'aṫair: naċ bfuil, a ḋeaid?” ars' an bean óg agus d'éirig sí agus ṫosuig ag canaḋ aṁráin go gealgáireaċ. . . .

Bean airteaċ . . . fear airteaċ . . . triúr airteaċ agus iad annsin le ċéile i seomra boċt lom i mbárr tiġe ṁóir lóisdín i gcaṫair iaraċta i bfad ó baile. . . .

. . . . . . . .

Silteá go mbeaḋ sé réiḋ go leór ag an te is daille i gcúrsaiḋe grása an ċuid eile de mo sgéal ṫabairt leis gan cabair uaimse. Fear óg éidsteóireaċ ḃí ag imṫeaċt le fán agus le seaċrán an tsaoġail ṫug gean d'ingin ceóltóra sráide—níl ann aċt an méid sin, deirfear, aċt fan. . . .

An ċéad oiḋċe dár casaḋ liom í, an oiḋċe sin ar ṫug a h-aṫair cuireaḋ dom béile agus féile ċaiṫeaṁ leis 'na seómra boċt ḃí fios agam an oiḋċe sin go raiḃ ár ḋá gcroiḋe ar aon buille; agus bíoḋ is naċ raiḃ an tógḃáil ċéadna orainn, ná an saoġal céadna againn roiṁe sin, b'facṫar dom go raiḃ sí i ndán dom ó Ḋia ó ṫús aimsire.

Ná fiafruiġtear ḋíom cé'n cineál mná ḃí innti; téiḋeann sé cruaḋ go leór orm beiṫ ag cuiṁneaṁ uirri agus mé go haonraic annseo ar ċliaṫán an ċnuic, gan tráċt ar

a cailíḋeaċt innseaċt do'n doṁan ṁór; aċt iarraim ar gaċ fear atá gá léiġeaḋ seo, a ḋá súil a ḋúnaḋ agus maċtnaṁ cúig nóiméad a ḋéanaiṁ ar a Ḋeirdre féin; beiḋ tuigsint níos fearr aige annsin, agus eólas níos cruinne, ar an mnaoi sin bain mo ċroiḋe agus mo ċéadfaiḋ díomsa. . . .

An t-earraċ sin! Ní ḋéanfaiḋ mé dearmad air ar feaḋ na síoraiḋeaċta. Straċaḋ anuas díom seanġiobal an ḃróin agus an doiliġis. Ḃí mé féin óg; bí an doṁan óg agus áilneaċt agus úire agus cuṁaċt an tsaoġail ag baint mo ċéille díom—nó gá at-ḃronnaḋ orm má's fearr leat mar sin é.

Easbaiḋ oibre? Easbaiḋ airgid? easbaiḋ an aoiḃnis is dual do'n óige? Níor goill sin ró-ṁór orm. Dá mbéinn gan mo ḃricfasta ar eirġe dom ar maidin cárḃ ḃriġ sin? Naċ raiḃ crios breáġ láidir leaṫan leaṫair agam le fáisgeaḋ 'mo ṫimċeall? Agus an dara fáisg am dinnéara . . . aċt cé d'féadfaḋ cur síos ar an aiteas líonaḋ mo ċroiḋe nuair smaoininn ar an gcoṁráḋ ḃéaḋ agam ar teaċt na hoiḋċe le mo Róisín aoiḃinn aisteaċ?

Ná ceaptar go mbínn ag smaoineaḋ uirri de ló is d'oiḋċe ar nós na bfileaḋ agus a leanáin féin. Ní aṁlaiḋ bí ar ċor ar bit, aċt cineál tuairime beiṫ agam go mbíoḋ sí ag smaoineaḋ orm, go mbíoḋ a fios aici, ar bealaċ aiṁréiḋteaċ do-tuigte, céard bíoḋ ar siubal agam ó eirġe dom ar maidin go dtéiḋinn a coḋlaḋ san oiḋċe. Ní silim go dtuigtear an snaḋm diaṁair sin bíos idir beirt fíor-leanán; ní tuigim féin i gceart é ar ċaoi ar bit, aċt go bfuil fios agam go bfuil a leiṫéid de ċeangal ann. Mara dtuiginn féin, ċoinnig sé ó olc mé—ní fios dom cé ṁéad eile peacaḋ ḃéaḋ ar m'anam boċt maraċ a leiṫéid beiṫ ann. An náire bíoḋ orm nuair ḋeanainn rud ar bit naċ bféadfainn innseaċt dí! Ḃí mé craiḋte go minic ar an mbealaċ sin, agus cúpla uair níor tugas an ċuairt ġnáṫaċ ar a teaċ. Ḃéaḋ sé go huaṫḃásaċ suiḋe annsin 'na láṫair agus an droċ-rud ar do ċoinsias. Ní féadfá é ċur i gcomórtas le aon niḋ aċt le comaoineaċ a glacaḋ agus tú i staid an peacaiḋ. . . .

Aċt ná ceaptar go raib sí fiosraċ. Ní raiḃ. Níor fiafraiġ sí aon ċeó dá sórt díom ariaṁ dá faide dá raiḃ

aiṫne agam uirri. Ḃí croiḋe glan agus anam geal gan smál aici féin, agus níor ċeap sí aċt go raiḃ a cáirde uile ar an ḋéanaṁ ċéadna.

An oiḋċe naċ ḃféadfainn dul ann mar geall ar sgéal éigin de'n tsórt seo ḃíoḋ m'ifrionn duḃ diaḃalta féin 'mo ċroiḋe istiġ; aċt má ġlanann an fíor-ċroiḋe-ḃruġaḋ an t-anam ó ṗeacaḋ, is minic agus is rí-ṁinic gealaḋ m'anam-sa. Is cuiṁneaċ liom oiḋċe dá sórt. Ḃí mo ċroiḋe istiġ ċoṁ duḃ leis an ngual agus fonn orm glanaḋ liom as an tír ar fad agus gan í feiceál arís coiḋċe. Ḃí ceapta agam dul ar ḃórd luinge 'mo ṁairnéalaċ, agus gan smaoineaḋ beag dá laġaḋ taḃairt don ṁnaoi le mo ṡaoġal arís dá ḃféadfainn é. . . .

Mo Róisín aoiḃinn aisteaċ a ṫréigeaḋ! Ḃí mo ċroiḋe 'mo láir gá réabaḋ. D'éiriġ mé le cuairt taḃairt uirri —an ċuairt ḋeirionnaċ mar sílear.

An mḃéaḋ sé de ṁisneaċ ná d'ḟearaṁlaċt ionam an sgéal fíor a innseaċt ḋí; faoisdean a ḋéanaṁ léiti agus annsin imṫeaċt liom go dtí diaḃal—agus d'eile cé'n áit ġaḃfainn gan ise ḃeiṫ m'aice le cuidiuġaḋ liom?

Ḃí sí léiti féin nuair ḃuail mé isteaċ. Sílear go raiḃ gile 'na súil agus luisne 'na leicinn tar mar ba ġnáṫaċ. Ar aiṫniġ sí orm, ar ḃealaċ diaṁair éigin, go raiḃ rud náireaċ gránda déanta agam?

“A Róisín,” arsa mise, “caiṫfiḋ mé an tír seo fágáil i mbáraċ.”

Níor laḃair sí. Ḃí toċt ró-ṁór uirri. Ġoill mo ḃriaṫra go géar uirri.

“Agus ní casfar le ċéile arís go bráṫaċ muid,” arsa mise, agus ag glacaḋ an ṁisniġ, tosaiġ mé ag innseaċt mo sgéal gránda féin ḋí. Marar ċuir mé leis, ní sílim gur ḃain mé de; an fírinne glan d'innis mé feiċtear dom anois.

Níor ċuir sí isteaċ orm go raiḃ mé críoċnaiġṫe. 'Sé an rud síl mé féin, aċt go n-aḃróċaḋ sí liom an teaċ fágáil agus gan filleaḋ arís coiḋċe. Ḃí an ḃreiṫeaṁnas sin tuillte agam ar aon ċuma. . . .

Ḃí mé ag féaċaint isteaċ sa teine agus náire orm. Naċ fada go raiḃ sí a' laḃairt? Ní ḋearcfainn uirri ar Éirinn faoi ḃuaiḋ . . . aċt ṁoṫuiġear an láṁ lágaċ

cineálta ar ṁullaċ mo ċinn, teangḃuiġ dlaoi dá dlaoitiḃ le mo leiceann gur ġaḃ mar ḃéaḋ sruṫ aibléise trí mo ċorp, gur eiriġ mé 'mo ṡeasaṁ, gur ruġ barróg uirri, gur ṫug póg ḋíograsaċ di ar an mbéal—an ċéad póg agus an ṗóg ḋeireaḋ dá dtug mé ariaṁ do mo Róisín aoiḃinn aisteaċ.

. . . . .

Agus d'imtiġ deiċ mbliadna anróiteaċ tarm sul ar leag mé súil uirri arís.

Ḃíos tall is i bfus ar fud an doṁain le linn an aċais sin agus gan fonn mór orm ar feaḋ cuid ṁór de'n am sgrioḃaḋ ċuig aon duine; agus ní ḃfuairis litir ó mo Róisín aċt cúpla ceann an ċéad ḃliaḋain toisg mé ḃeiṫ ag imṫeaċt ó áit go h-áit.

Aċt ní túisge i dtír mé sa gcalaḋport 'na raiḃ coṁnaiḋe uirri ná ċeapas cuairt ṫaḃairt uirri, ḃíoḋ is gur ṁóiḋiġeas faoi ḋó gaċ lá i rit an aistir naċ gcuirfinn isteaċ uirri arís ċoiḋċe.

Ní raiḃ fios agam cé'n ḃail ḃí uirri: an raiḃ sí pósta nó naċ raiḃ? An raiḃ sí ċoṁ dataṁail is ġeall sí ḃeiṫ? Ar ḃain an aimsir an mór-ċúis agus an eirġe-'n-áirde aisti? Naċ í ḃíoḋ ceanndána nuair ḃíoḋ aiṫne agam uirri ċeana! Naċ maiṫ is cuiṁneaċ liom an loinnir aiṫ a ṫiocfaḋ na súiliḃ dá gcuirtí 'na h-aġaiḋ! Ḃíoḋ a toil féin aici i gcoṁnaiḋe. An smaċt ḃí aici orm-sa, giḋ go raiḃ mé—ní aḃróċaḋ cé ṁéad ḃliaḋan níos sine na í—an smaċt sin ḃog mo ċroiḋe i dtosaċ sílim. Seaḋ, an smaċt agus an ċroiḋeaṁlaċt—ba ġeall le ga gréine ar maiḋin í an ċaoi tógfaḋ sí do ċroiḋe. . . .

Síl mé a ḋéanaṁ amaċ agus mé ag ḋéanaṁ ar an teaċ cé'n ċosaṁlaċt ḃéaḋ uirri. Sé ḃliaḋna fiċead—an aois is ḃanaṁla bean: súile glasa meiḋreaċ'—ní ḃéaḋ aon aṫruġaḋ orra síúd, ní ṁúċfaḋ an aimsir ná an trioblóideaċt féin an croiḋe agus loinnir ionnta; folt duḃ—ḃeagáinín beag ró-fiaḋánta b'féidir aċt ní raiḃ misneaċ agam é sin a ráḋ léiṫi aċt aon uair aṁáin; ceannaċa fada ḃí ró ḃán—aċt an cneas ḃog cuṁarta! Ḃa ċuiṁneaċ liom maiḋin ar ṡáiṫ mé m'éadan isteaċ i mbláṫaiḃ uḃall i ngáirḋín—níor ċuṁarta iad ná a cneas. . . .

Ḃí aiṫméala orm nár sgríoḃ mé ċuici leis na bliaḋantaiḃ fada: cár ḃfios dom an mbéaḋ sí ann róṁam ar ċor ar biṫ?

Ní aḃróċad cé'n toċt táinic orm nuair ḃuail mé ar ḋoras an tseómra sa teaċ lóistín mar ar casaḋ liom i dtosaċ í. Céad bliaḋan ar a luiġead gur tugaḋ freagra orm síleas.

Straoille de ṁnaoi nár aiṫniġeas táinic ċuig an doras. Cuir mé tuairisg mo Róisín agus mo ċroiḋe 'mo ḃéal.

"Tá sí beagán níos feárr indiu," ar sise. "D'ól sí cupán bainne ar maidin, agus d'iṫ sí uḃ."

Céard ḃí uirri? Ḃíos sgannruiġṫe an ċeist a ċur. Aċt an imniḋe ḃí orm! Ní ċreidteá aċt ċoṁ corruiġṫe is ḃí mé go raiḃ an ḃean óg seo naċ ḃfaca mé le deiċ mbliaḋna breóite.

Seóladh isteaċ sa seomra mé, áit a raiḃ sí 'na luiġe sa leabaiḋ. Ḃaineaḋ geit asam nuair d'féaċ mé anuas uirri. Cosaṁlaċt an ḃáis ḃí uirri. Ḃí na súile meiḋreaċa dúnta aici agus na fabrai casta anuas ar a ḋá gruaiḋ. Ní raiḃ aon daṫ le feiceál na ceannaċaiḃ aċt daṫ bán. Ḃí láṁ léiti taoḃ amuiġ de na héadaiġ leaptan, láṁ ċaol fada, agus d'feicteá na cuisleaċa gorma agus na féiteóga trid an gcneas ḃán ċéireaċ.

Leiġeas orna. Agus seo í an ḃean a raiḃ an croiḋe agus an ceanndánaċt innti deiċ mbliaḋna ó soin! An ḃean a ċoinniġ greim ar mo ċroiḋe pé ar biṫ áit a ndeaċa mé!

D'osgail sí na súile. Geit sí. Táinic luisne beag 'na héadan nuair ċonnaic sí mé féin. An féaċaint táinic sna súiliḃ aici agus an féaċaint táinic 'mo súiliḃ féin—tuigeamar an dá féaċaint. Agus an oiread a ḃí le ráḋ againn le ċéile, agus gan fios ag ceaċtar againn cá dtosnóċaiḋe. Eólas ag an mbeirt againn cé'n snaḋm ḃí eadrainn sa tseanaimsir, agus fios againn, agus fios cinnte freisin, nár éiriġ leis an aimsir, nó leis an droċ-sláinte, nó leis a ndearnas d'olc ariaṁ an snaḋm sin a sgaoileaḋ. Seanċuiṁní ag bruġaḋ isteaċ orainn. Iad ag teaċt 's ag imṫeaċt le luas teintriġe. An sean saoġal ḃí againn ba ṫreise go fóill é aċt go raiḃ an saoġal nuaḋ ḃí tagṫa ó soin, an ḃreóiteaċt agus mo saoġal suaraċ féin

sgaramar le céile ag fagail láṁ-uaċtar ar an sean-saoġal agus ar na sean-ċuiṁniḃ a ḃain leis. Níor laḃraḋ go ceann tamaill fada, aċt ḃí mar ḃéaḋ sruṫ diaṁar feasa ag imteaċt ó ḋuine go duine gur tuig mé cé'n saoġal ḃí aici le deiċ mbliaḋan, agus gur noċtuiġeaḋ do'n ṁnaoi óig gaċ olc dá ndeárnas féin le linn na h-aimsire. Agus ḃí an fios diaṁar seo níos cinnte agus níos beaiċte ná aon eólas d'ḟéaḋfaḋ ceaċtar againn ṫaḃairt uaiḋ le briatraiḃ béil. . . .

Nuair a laḃraḋ ċumamar an ċainnt leis an ḃfios aisteaċ diaṁair seo a ċeilt ar a ċéile, aċt níor éiriġ linn: ba treise féaċaint súl ná focla béil, agus agaḋ cinéal náire ar an mbeirt againn gur tuigeamar a ċéile níos fearr gan focal a ráḋ ná ar aon dóiġ eile.

Ṫuig sise gur minic agus ró-ṁinic ḃinn ag maċtnaṁ uirri, aċt naċ leigfinn orm féin é: tuig mise naċ raiḃ aon rud is mó ċuir imniḋe uirri ná eagla go ḃfuiġeaḋ sí bás gan mise feiceál arís, aċt naċ leigfeaḋ sí uirri féin é liomsa ná léiti féin.

“Ḃí tú lá,” ar sise, “agus ḃí fút coir uaṫḃásaċ a ḋéanaṁ. An lá sin. . . .”

Aċt ní innseóċaḋ ceárd dubairt sí nó ceárd dubairt mé féin. Tá a corp faoi'n gcréafóig le mí, agus a hanam sna ḃFlaitis. Má d'éiriġ leiti mé sábáil ó ċoir uaṫḃásaċ agus í beó ar an saoġal seo, naċ fearr féadfas sí é déanaṁ arís agus í ar neaṁ?

Cuirtear paidir le n-a h-anam: Ní ċasfar a leiṫéid orm arís sa ngleann seo na ndeór.

# An Ċniotáil

Tá mé faoi ḃrón agus faoi leattrom ar feaḋ an lae agus ní gan fáṫ é.

Ḃí mé ag siuḃal indé cois fairrge ó ḋuḃ go duḃ; óige na bliaḋna ann, mo ċroiḋe ag gáiriḋ agus an saoġal ag gáiriḋ liom; aċt tá a ṁalairt de sgéal agam indiu, agus ní féidir liom an leanndubh a ċaiteaṁ díom.

Le tuitim na hoiḋċe aréir, tug mé cuairt ar teaċ lánaṁna ḃí an-ṁuinnteardha liom tráṫ; aċt ar nós an tsaoġail, ní ḃfuair mé sgéal ná sguan uaṫa le deiċ mbliaḋna. Naċ iad ċuirfeaḋ na múrṫa fáilte róṁam! Naċ againn ḃéaḋ na sgéalta móra dá ċéile! Tosaiġ mé ag cuiṁneaṁ ar na heaċtraiḃ is iongantaiġe agus is airtiġe dá raiḃ agam go gcuirfinn an beirt ag gáiriḋ. Agus ḃéaḋ sgéalta feileaṁnaċa agam do na páisdiḃ freisin . . . seaḋ, cé ṁéad duine aca ḃí ann? Triúr mac ḃí ag an lánaṁain nuair ḃí aiṫne ṁaiṫ agam orra deiċ mbliaḋna ó soin; stócaiġ móra ḃéaḋ ionnta anois síleas, agus b'ḟéidir lán an tiġe de páistiḃ óga eile ann. Aċt ḃí sé ag cinnt orm, duḃ is daṫ, cuiṁneaṁ ar ainmneaċa na bpáisdí; ḃéinn náiriġṫe. . . .

Aċt ḃí áṫas an doṁain orm go raiḃ mé le aṫ-aiṫne ċur ar mo ṡean-ċáirdiḃ.

Ḃí fear an tiġe róṁam sa bpárlús nuair sgaoileaḋ isteaċ mé féin. Ḃí an lampa ar lasaḋ aige ar an mbord agus na dallóga ar na fuinneógaiḃ, ḃíoḋ is naċ raiḃ ann aċt tuitim na hoiḋċe, b'ḟacṫas dom ar an gcéad aṁarc go raiḃ sé ag breaṫnuġaḋ níos sine ná a aois, agus níos ċaiṫte. Deirṫeá gur luiġ an saoġal go trom air. Fear árd caol-slinneánaċ agus é leaṫ roiṁ an aois.

Aċt an obair ḃí ar siuḃal aige ar ḋul isteaċ sa seómra ḋom is mó ċuir iongnaḋ orm féin: ḃí láiṁíní agus miotóga agus mórán cineál eile éadaiġ ar an mbórd ós a ċoṁair amaċ; ḋe'n tsnáṫa síoda ab' fearr cniotáileaḋ iad agus ní raiḃ ḋe ġnó ar mo ċaraid aċt beiṫ gá sgaoileaḋ agus ag gliondáil suas an tsnáṫa go diṫċeallaċ!

Ṡíleas go raiḃ náire air go ḃfacas féin é agus an obair sin ar siuḃal aige mar ní túisge ċonnaic sé mé féin ná ċaiṫ sé uaiḋ í agus d'ḟáiltiġ sé roṁam ar a nós flaiṫeaṁail féin.

Ḃí fonn orm a ḟiafruiġe ḋe cé'n fáṫ go raiḃ sé leis an obair sin aċt leis an gcaoi ċuir sé na héadaiġ i ḃfolaċ ḃí fios agam naċ dtaiṫneóċaḋ an ċeist leis.

“Seo fear d'ḟulaing pianta ifrinn,” arsa mise liom féin.

* * * * *

I ndiaiḋ tamaill d'ḟiafruiġ mé ḋe cé'n ċaoi a raiḃ an ḃean. Ċeaptá ga raiḃ leisg air freagra taḃairt orm aċt é 'na tost ag féaċaint isteaċ sa teine go fad-ċuiṁneaċ.

Níor ċuir mé aon ċeist eile air 'na taoḃ. Aċrann nó easaontas éigin ḃí eatorra síleas agus an leisg ḃí air laḃairt fúiṫi. Ba ṫruaġ liom sin mar má ḃí fear i nÉirinn ṫug gean agus gráḋ ḋá ṁnaoi b'é mo ċara é. Aċt is aṁlaiḋ ḃíos an sgéal i gcoṁnaiḋe ċeapas 'm'intinn féin, níl leiġeas ar an ġráḋ aċt an pósaḋ. . . .

Agus ċoṁ geanaṁail is ḃíodar ar a ċéile deiċ mbliaḋna ó ṡoin!

Cuireamar síos ar an saoġal aċt tá sé an-ḋeacair aṫ-aiṫne ċur ar ḋuine tar éis deiċ mbliaḋan.

“Agus do ċlann—ḃfuil an uile ḋuine aca go maiṫ?” arsa mise.

Leig sé osna.

“Go ḃfóiriḋ Mac Dé orm” ar seisean go truaiġ-ṁéalaċ, “aċt caiṫfiḋ mé an sgéal ar fad innseaċt ḋuit.”

Do ḋearuiġ sé é féin ċun cainnte, aċt ní tuisge ḃí tosnaiġṫe aige ná do hosglaiġeaḋ an doras agus cé ḃuailfeaḋ isteaċ aċt a ḃean.

D'éiriġ mé féin 'mo seasaṁ le beannuġaḋ ḋi, aċt siuḃal sí tarm gan féaċaint orm. Go deiṁin níor tóg

ṡí na súile ar ċor ar biṫ, aċt í ag cniotáil go diṫ-ċeallaċ ar feaḋ an aċair. Agus naċ orm ḃí an t-iongnaḋ nuair ċonnaiceas gur brat síoda ḃí gá ċniotáil aici! Agus brat síoda gá scaoileaḋ ag a fear!

D'éiriġ a fear freisin! Ḃeannuiġ sé dí ar a nós ríoġḋa féin aċt níor ṫug sí aon áird air aċt oiread liomsa.

Ċóiriġ sé caṫaoir ṁór ṡuaiṁnis ḋí go cúramaċ cois na teine. Ní féadfaḋ sé beiṫ níos cúramaiġe dá mbéaḋ sí tar éis leabaiḋ tinnis fágáil, agus ní raiḃ a ḋat de'n cosaṁlaċt sin uirri, aċt a ṁalairt. Ḃí cuma na sláinte uirri gan aiṁreas; bean árd ṁórḋa; gúna de'n tsíoda duḃ uirri; tógḃáil agus toḃairt-suas le feiceál i ngaċ cor dá gcuirfeaḋ sí dí. Ḃí an dá scór caiṫte aici, aċt ní aḃróċta go raiḃ sí mórán tar an deiċ ḃfiċid.

D'fan sí 'na seasaṁ gan súil a tógḃáil, aċt í ag síor-ċniotáil go diṫċeallaċ gur rug a fear ar uilinn uirri go cineálta, gur ċuir 'na suiḋe í san gcaṫaoir ṁóir. D'fosar aiṫint air naċ mar ġeall ar aċrann nó clampar ḃí an leisg air labairt 'na taoḃ i dtosaċ. Ḃa léir do ḋall go raiḃ an gean céadna aige uirri is ḃí i n-aimsir a n-óige.

Aċt cé'n taom ḃí uirri? Cé faoi an síor-ċniotáil? Cé'n ċiall atá leis an neaṁ-suim seo?

Tosuiġeas féin ag éiriġe an-imniḋeaċ. Ḃí an áit agus an ḃeirt tostaċ ḃí sa seómra liom ag cur orm go mór. Dá labraḋ aon duine sgapfaiḋe an imniḋe ḃí orm féin agus leágfaiḋe an méala mór ḃí tart orm. Aċt focal níor labraḋ ó ṫáinic an bean isteaċ. Ní raiḃ le clos agam aċt torann na mbiorán cniotála nuair buailtí i n-agaiḋ ċéile iad agus corr-osna leigfeaḋ fear an tiġe ḃí na suiḋe le mo ṫaoḃ agus a ċeann faoi go brónaċ smaointeaċ.

Uaireannta ṫuiteaḋ an ċniotáil uaiṫi ar an urlár; aċt ní ċuireaḋ sé sin as dí. Leanaḋ sí dá saoṫar agus í ag oibriuġaḋ na méar díreaċ is dá mbeaḋ na biorán i ngreim aici! Aċt nuair naċ mbíoḋ torann na mbiorán le clos aige-sean bíoḋ a fios aige céard tárla. Ċromaḋ sé agus síneaḋ sé an ċniotáil dí gan focal a ráḋ. Agus cé go mbíoḋ a ċeann faoi níos minice ná eile, is beag cor dá gcuireaḋ bean na

cniotála dí nár ṫug seisean faoi deara agus gan de ċúram air aċt cuiḋiuġaḋ léiṫi ar an uile ḃealaċ dár ḟéad sé. . . .

Naċ agam ḃí an truaiġ do mo ṡeanċaraid nuair ṫuigeas go raiḃ an ṁeaṁair glan imtiġte ó'n ṁnaoi uasail ṁaorḋa dá dtug sé grāḋ a ċroiḋe!

* * * * *

Aċt an ċniotáil sin agus an clic-clic deineaḋ na bioráin tráṫ ḃuailfí i n-agaiḋ ċéile iad! Agus an osna d'éaluiġeaḋ ó'n ḃfear nuair lorgaḋ a smaointe an croiḋe ann!

I ndiaiḋ tamaill fada (na bliaḋanta fada mar sílteá , ċuir an ḃean cosg leis an gcniotáil. Ċuir sí cluas uirri féin.

“An é sin Seán ag glaoḋaċ orm?” ar sise.

“Sílim guraḃ é,” ars a fear.

Tá toga éisteaċt agam féin aċt níor ċuala mé aon ceo; ḃí iongnaḋ orm gur ċuala siad-san an glaoḋaċ.

D'éiriġ an ḃean 'na seasaṁ.

“Sílim go ḃfuil slaġdán ar an gcréatúr boċt,” ar sise, ní ċóimnéoċaḋ an saoġal é gan ḃeiṫ ag siuḃal san uisge.”

Ṡiuḃal sí go dtí an doras agus an ċniotáil i ngreim aici. D'éiriġ a fear agus d'osgail sé an doras ḃí mar ḋéanfá do ḃainríoġain.

“Tá sí mar sin le dá ḃliaḋain,” ars a fear ag filleaḋ ar ais ċuig an teine ḋó, “tá a meaṁair agus a ciall glan imtiġte uaiṫi.”

Cé'n ṁaiṫ ḃeiṫ ag iarraiḋ déanaṁ coṁḃróin ar a leiṫéid sin d'ocáid!

Ċuiṁniġ mé gur Seán ḃí ar an mac ba sine.

“Aċt níor ċuala mise Seán ag glaoḋaċ,” arsa mise le cainnt déanaṁ.

D'ḟéaċ mo ċara orm.

“Mo léan agus mo ṁí-áḋ nár ċuala,” ar seisean, “. . . aċt ceal nár ċuala tú faoi 'n mbrón mór do ḋuḃaiġ an saoġal orainn sa teaċ seo!”

Duḃras leis nár ċuala.

“Lá breáġ gréine i ndeireaḋ an earraiġ dá ḃliaḋain ó soin duḃaḋ an saoġal ormsa, briseaḋ mo ċroiḋe. . . .”

Ḃí toċt ar an ḃfear boċt. Ḃí sé tamall beag deas 'na tost. “Seaḋ, an lá sin ċuaiḋ mo ṫriúr mac amaċ

i seanḃád. : . . Ḃí an bád ag leigint isteaċ. . . . Ḃáiṫeaḋ an triúr. . . . Mé féin ṫug na ċuirp i dtír. . . ."

"Agus tá mo Ṡiméad áluinn gan ṁeaṁar gan ċiall ó soin i leiṫ," ar seisean, "aċt ceapann sí ar a nós aisteaċ féin, go ḃfuil an triúr aca sa teaċ againn, agus bíonn sí ag síor-ċniotáil dóiḃ ! . . maraċ go scaoilim féin a saoṫar ó am go ham ḃéaḋ an teaċ lán de ṁiotógaiḃ agus de láiṁíniḃ aici. . . .

Ḃí an ḃeirt againn gan labairt ar feaḋ sgataiṁ fada. Annsin d'eiriġ mé féin agus rug mé greim láiṁe ar ma ċaraid, agus d'ḟéaċ an ḃeirt againn i súiliḃ a ċéile, agus tuig seisean cé'n truaiġ ḃí agam dó, agus do'n ṁnaoi uasal áluinn a ar leag Dia láṁ trom. . . .

# An Mairnéalaċ Buiḋe

Sgríoḃ Áine Ní Ṁáille ċugam le goirid agus duḃairt sí liom go raiḃ sí ar tí pósaḋ. Ḃí iongnaḋ an tsaoġail orm mar tá Áine dá sgór bliaḋan caitte agus ní raiḃ súil ag aon duine dá cáirdiḃ go ngaḃfaḋ sí faoi ċuing an ṗósta go deó.

An céad uair eile dá raiḃ mé san áit, tug mé cuairt uirri, le tuairisg an ċleaṁnais a ċur, mar tá fios ag an saoġal ċoṁ mór is ḃí mé féin agus Áine gaċ uile lá ariaṁ.

"Agus cé hé féin?" arsa mise léiti.

"Cé nár casaḋ leat fós é?" ar sise, "ar ndóiġ, tá sé tart ar an mbaile seo le coigċíos."

"Ár ndóiġ tá," arsa Ḃrigid, driotúr Áine, "agus tá fios ag an mbaile go ḃfuil sé ann freisin: é 'na staicṁagaid ag an uile duine le ól agus le ragairneaċt . . . dá mbéaḋ aon ċiall aici, sgaoilfeaḋ sí leis cuma céard tiocfaḋ as."

D'furus aitne ar Ḃrigid nár taitniġ an cleaṁnas léiti.

"Act cé hé féin?" adeirimse.

"Mairnéalaċ le do toil!" arsa Ḃrigid, "mairnéalaċ mór buiḋe atá ós cionn sé troiġ ar airde, fáinní óir 'na ċluasaiḃ, craiceann roiġin rocaċ air. Folt fada duḃ ar nós mná air agus gan focal de'n Ġaeḋilge ná de'n Ḃéarla 'na ḃluic . . . dá gcastaoi leat é de siuḃal oiḋċe amuiġ i mbéal an uaignis!"

Ḃí fios agam naċ réidteóċaḋ a léitéid de duine le Áine boċt. Bean beag láġaċ, bean deas réiḋ-ċúiseaċ í; agus má ḃí an mairnéalaċ leat ċoṁ h-airseaċ le n-a tuairisg, ḃí fios agam naċ saoġal sona sásta béaḋ ag Áine tar éis a pósta. Ceap mé go mba ṁaiṫ an rud dá n-éireóċaḋ liom an cleaṁnas ḃriseaḋ. Béaḋ

Áine buíḋeaċ ḋíom fá ḋeireaḋ, cuma cé'n snaḋm seirce ḃí eatorra faoi láṫair.

"Agus cá 'l sé anois?" adeirimse.

"Suas an staiġre d'eile?" arsa Ḃriġid, "ní corruiġeann sé as an teaċ an fad is ċoimniġtear rum leis an ḃeiteaṁnaċ ḃradaċ! Mo ċreaċ ṁaidne an ċéad lá casaḋ linn é!"

Ní le grá ḋó, ḃí Áine sásta é ṗósaḋ no ní leigfeaḋ sí do Ḃriġid é ċáineaḋ ar an ḋóiġ sin. Ḃí smaċt éigin aige ar na driotúraċaiḃ, smaċt éigin nár tuigeas féin—aċt cé'n smaċt é? D'féaċas ar Áine, agus ḃí mé ar tí ceist ċur uirri nuair cuireaḋ i n-iúl dom go mbrisfeaḋ an gol uirri dá nḋéanfainn.

"Gaḃfaiḋ mé suas an staiġre go ḃfeicfiḋe mé é," arsa mise agus sul má ḃí sé d'uain aca cosg ċur liom ḃí mé suas.

* * * * *

Teaċ aoiḋeaċta atá ag na driotúraċaiḃ, agus is iomḋa duine aisteaċ ḃíos ag tarraingt ann. Ċuartuiġ mé seómraí na lóisteóirí, aċt ní raiḃ mo ḋuine le feiceál: imtiġte amaċ ar tóir an rum atá sé, cinnte, arsa mise liom féin—aċt ní túisge ċeapas é sin, ná ċualas an srannaḋ istiġ i seómra na ndriotúr, áit naċ raiḃ cead ag duine ná deóraiḋe cos a ċur aċt an sagart agus cáirde gaoil. Agus an mairnéalaċ coiṁtiġeaċ istiġ ann!

Ḃuail mé isteaċ. . . .

Ní bréag a ráḋ go raiḃ iongnaḋ orm nuair connaic mé mo ḋuine. Ḃí sé 'na suiḋe i gcaṫaoir ṁóir suaiṁnis cois teine móra, a ċeann leigṫe siar aige, na géaga sínte amaċ uaiḋ, a súile ar dúnaḋ aige, a béal ar osgailt aige, agus gaċ aon srannaḋ uaiḋ.

Ḃí buiḋéal rum ar an mbórd, píopa mór de'n ċineál caiṫtear san nGearmáin ar an urlár le n-a ais, mála beag tobac le n-a uilinn agus an tulán ag ceóltóireaċt go sásta cois na teine. D'féadfá ráḋ go raiḃ an mairnéalaċ buiḋe ag déanaṁ ar feaḃas an tsaoġail. . . .

Solus na teine an t-aon tsolus amháin ḃí san seómra, agus ḃí mé sgaṫaṁ beag ḋear ann go dtugas faoi deara naċ raiḃ an mairnéalaċ codaltaċ leis féin. Cé ḃéaḋ i n-aonfeaċt leis aċt Míċilín, páisde seaċt mbliadna, mac altroma leis na driotúraċaiḃ agus é

'na ṡáṁċodlaḋ faoi'n mbórd. Nuair ċonnaic mé na bréagáin ḃí sgapta tart air—báid beaga agus báid móra, capaill agus saiġdiúirí stáin, gunnaí bréagaċa agus caisleáin — nuair ċonnaiceas an ċaoi ḃí ar na bréagáin seo, ḃí fios agam go raiḃ an páisde agus an mairnéalaċ buiḋe ag súgraḋ le ċéile gur ṫuit an codlaḋ orra.

"Seaḋ díreaċ, sin é an greim atá ag an gcladáire ar na mnáiḃ boċta seo," arsa mise liom féin, "beirdoir a bfuil aca ar an saoġal seo do'n té béaḋ mór leis an bpáisde céadna sin," agus ṫosuiġ mé ag maċtnaṁ ar an mbeirt ḃan sin agus an ċaoi naċ n-innseóċaidís d'aon duine beó cé dár díoḃ' an leanḃ nó cé'n ċaoi go bfuaireadar féin é.

Ḋúisiġ an mairnéalaċ. Ċaoċ sé súil orm féin ċoṁ luat 's d'osgail sé í. Cuireaḋ ċun cáirdis ḃí sa gcaoċaḋ súil' san. Ġlacas leis an gcuireaḋ. Ġlacas freisín leis an ngloine rum sin sé ċugam, ní féadfainn an aiṫne ceart ċur air mara ndéanfainn ár ndóiġ. Ḃuail an beirt againn an dá ġloine i n-aġaiḋ a ċéile. . . .

Níl fios agam an é an ċaoi a ndeaċa an rum sa gceann orm féin, aċt ar ċuma ar biṫ ṫosuiġeas ag cur na cainnte díom gan fanaċt le freagra ó'n mairnéalaċ buiḋe. Aċt níor labair seisean ar feaḋ an aċair aċt an uile ċaoċaḋ súil aige orm!

Dá gcuiṁneóċainn air, béaḋ fios agam nár ṫuig sé focal dá raiḃ mé a ráḋ. Nuair d'fiafruiġeas de cé'n ċaoi ar casaḋ na driotúraċa leis i dtosaċ nó cé rinne an cleaṁnas, ní deárna sé aċt a ġloine tógáil agus súil a ċaoċaḋ orm go meallṫaċ! Cleasaiḋe ḃí ann cinnte pé ar biṫ cé dár díoḃ é agus taiṫneóċaḋ a spórt liom marach go raiḃ fios agam cé'n saoġal béaḋ ag Áine boċt leis. Ċaiṫfeaḋ sé a saoṫróċaḋ sé i riṫ a saoġail i n-aon oiḋċe aṁáin ar rum. Ḃí orm an cleaṁnas a ḃriseaḋ ar ḃealaċ éigin. . . .

Aċt cé'n mí-áḋ ḃí ar Áine go ndéarna sí é? Corr-ḃean naċ mbuaileann ditcéillíḋe de'n tsórt sin í uair éigin dá saoġal, agus annsin ní mór dá muinntir í ċosaint uirri féin. Ċaiṫfinn-se Áine ċosaint uirri féin: aċt cé'n ċaoi a ndéanfainn é? Ṫuit mo ṁaċtnaṁ orm. . . .

Ḃí an mairnéalaċ buiḋe 'na ċodlaḋ agus mise ag déanaṁ mo smaointe nuair ḃuail Áine féin isteaċ. Ḃí Ḃrigid le n-a sálaiḋ.

"An ḃfaca tú 'n-aon áit é?" arsa Ḃrigid "táimid ar a ṫóir le uair a ċluig!"

"Tá sé 'na ċodlaḋ annsin le sgaṫaiṁ beag deas," adeirimse—an mairnéalaċ buiḋe ḃí i gceist agam ar ndóiġ.

"Ní eisean atá uainn," arsa Ḃrigid go searḃúsaċ," aċt Micilín boċt. . . ."

Ċonnacadar faoi'n mbórd annsin é, agus ní faca tú ariaṁ aċt an méid póg agus barróg ṫugadar dó. An t-é go mbéadh súil 'na ċeann tuigfeaḋ sé cé'n grádh ḃí ag an mbeirt ḃan aonraic seo dó'n ṁalraċ. Grádh máṫarḋa ṫugadar dó. Ḃeirt máṫair ḃí aige ionnta . . .

Nuair ḃí an páisde curṫa 'na ċodlaḋ aca ċuir mé cainnt ar Áine.

"Cé'n tubuisde ṫáinic ort," arsa mise, "go ndeárna tú cleaṁnas le n-a leiṫéid sin do ḋuine?"

Ċonnaic mé na deóra móra guirt ag teaċt faoi n-a súiliḃ. . . .

"Innis dó é," ar sise Ḃrigid.

Leag sise láṁ ar ċeann ar an bpáisde ḃí 'na ṡáṁ-ċodlaḋ faoi seo.

"Marach eisean ní pósfaḋ sí coiḋċe é, 'tuige a' bpósfaḋ?"

"Agus cé'n baint atá ag Micilín leis?" adeirimse.

"An créatúr!" arsa Ḃrigid agus ṫug póg eile do'n ṗáisde.

"Ḃrisfeaḋ sé an croiḋe ionainn beirt dá sgaillfeaḋ muid anois é tar éis é tógáil," arsa Áine, agus ṫug sise póg do'n ṗáisde ar nós a driotúra.

"Aċt cé 'n baint atá ag Micilín boċt leis an gcleaṁnas?" arsa mise.

D'féaċ an ḃeirt ḃan ar a ċéile.

"D'fógair an diabal sin orainn go mbainfeaḋ sé dinn é mara bpósfaḋ duine againn é . . ." arsa Ḃrigid, agus ṫáinic deóra móra guirt faoi ṡúile na beirte.

"Go mbainfeaḋ sé ḋíḃ é—cé'n ceaḋ atá aige a leiṫéid a ḋéanaṁ?" arsa mise.

"Naċ é a aṫair é!"

Leaṫ na súile orm. . . .

"Sé cinnte," arsa Briġid," "sa teaċ seo rugaḋ é an créatúr!"

Ḃí an ḃeirt cromṫa ós cionn na leaptan ag féaċaint ar an bpáisde, agus teip orm aon ċainnt eile ḃaint asta.

"An cuiṁneaċ leat é agus é 'na naoiḋneán trí lá a Ḃriġid? An cneas bog cuṁarta ḃí air. . . ."

"Seaḋ, agus na súile gorma aoiḃne ar nós ḋá réaltóig. . . ."

"Agus na méara beaga boga. . . ."

"Aċt cé'n ḃriġ, a ḋriotúir, aċt a ḃéal . . . a ḃéal a Áine. . . ."

"Na sáile—— a ḋá sáil ṁarḃuiġ ar fad mé ċuir sé ceann aca 'mo ḃéal oiḋċe agus gan é tar mí d'aois. . . ."

Táinig cineál uilc orm iad ḃeiṫ ag molaḋ an ṗáisde go seafóideaċ banda agus gan aon áird aca orm féin agus an fonn ḃí orm an sgéal a ċlos 'na iomlán. Dá mb'é an mairnéalaċ buiḋe a aṫair cérḃ í a ṁaṫair? Briġid? Ní ċreidfinn ó easboc é. Áine? Ní éireoċaiḋ le árd-easboc é ċur 'na luiġe orm. . . .

"Agus deir siḃ liom gurab é an mairnéalaċ buiḋe a aṫair," arsa mise; maraċ gur ċuireas isteaċ orra ḃéaḋ an ḃeirt ḃan ós cionn na leaptan go meaḋon oiḋċe.

"Sé go cinnte," arsa Briġid.

D'féaċ Áine tart ar an mbeirt againn.

"Agus nuair d'fógair sé orainn," ar sise "go dtiubraḋ sé leis é mara bpósfaḋ duine againn é, ċuireamar ar ċrannaiḃ é, mar cé d'féadfaḋ sgaraḋ le n-a leiṫéid d'ailleán?"

"Agus is ortsa tuit an crann," arsa Briġid.

"Orm, agus pósfad é cuma céard tiocfas as," arsa Áine, "mar ḃrisfiḋe ár gcroiḋe dá gcaillfeaḋ muid an créatúr boċt;" agus d'innis sí dom cé'n caoi ar ṫáinig mairnéalaċ mór buiḋe coiṁṫiġeaċ agus bean torrṫaċ le n-a ċois ċuig an doras ċuca oiḋċe Nodlag seaċt mbliadna roiṁe sin, agus an ċaoi ar tréig sé a ḃean agus an naoiḋneán rugaḋ an oiḋċe sin, go ndeaċa sé ar a ċúrsa féin ar fud an tsaoġail gan tásg gan tuairisg ar feaḋ seaċt mbliaḋan. . . .

"Agus an ṁáṫair," arsa mise, "céard d'éiriġ do'n ṁáṫair?"

"Nár cailleaḋ í sul a raiḃ Micilín boċt seaċtṁain d'aois?" arsa Brigid.

Ḃí Áine cromṫa os cionn na leapṫan ag déanaṁ iongantais de'n ṗáirde d'oil sí féin agus a driotuir.

"Féaċ! Féaċ! Féaċ a Brigid," ar sise go ríméadaċ, "féaċ tá sé ag gáiriḋ liom 'na ċodlaḋ féin."

Ċrom an ḃeirt ḃan ós cionn na leapṫan agus d'ḟágas ann iad. . . .

* * * * *

Ḃí an mairnéalaċ buiḋe 'na ḋúiseaċt nuair ċuaiḋ mé isteaċ sa seómra eile. Ḃí gloine ruim 'na ġlaic aige, agus dritle an ruim faoi n-a súil. B' féidir gur síl sé naċ dtuigfinn féin an Fraincis mar ṫosuiġ sé ag cur de sa teangain sin.

"Rum i dtosaċ turais," ar seisean agus é ag iarraiḋ an gloine tógáil "rum i dtosaċ turais, rum le linn turais, rum d' oiḋċe agus rum de ló . . . rum . . ." aċt ḃí mé féin imṫiġṫe sul ar féad sé a ṫuille dá ċuid cainnte meisge a ráḋ.

An sgéal a ṁíniuġaḋ i gceart d'Áine agus béaḋ deireaḋ leis an gcleaṁnas, dá gcaillfiḋe an páirde féin orra—sin é síleas.

Aċt ḃí dul-aṁuḋa orm.

Níor tuigeas croiḋe na mná i gceart, níor ṫuigeas doiṁneaċt an ċeana ḃí aici 'na croiḋe do'n dileaċtain boċt d'oil sí, ná an grá ċuir iallaċ uirri an biteaṁnaċ pósaḋ ionnós go bféadfaḋ sí a ṁac coinneál.

